THE

# CATHOLIC CHILDREN'S ELIGIOUS PRIMER,

CONTAINING

THE PRAYERS, &c.,

SARY FOR THE INSTRUCTION OF YOUTH, & EVEN FOR THE ADULT;

ALSO

THE LORD'S PRAYER,

AND THE

CIPAL PARTS OF THE MASS EXPOUNDED.

WITH THE

RIES AND LITANIES OF JESUS, MARY, AND SEPH; THE ROSARY FOR THE DEAD; AND THE RECOMMENDATION OF A SOUL DEPARTING, &c., &c.

---

Y PATRICK DENN, CAPPOQUIN.

---

CORK:
UBLISHED BY D. MULCAHY,
36, PATRICK-STREET.

1858.

# ADDRESS.

DEAR READER,

I have in the following pages laid before you the true manner of reciting those prayers commonly taught to Catholic Children. There have been many disputes among Catechists in regard to the real and true manner of teaching those prayers; some assuming one way, and others, another way, by which they have often confused the children, and left them in doubt of the true way. In order to set aside such disputes I have taken this trouble on myself, to begin with the Lord's Prayer, and continue until I finish the Acts of Faith, Hope and Charity. Afterwards I have expounded the seven petitions of the Lord's Prayer, and the different parts of the Mass, as not being in any of the small Catechisms, either in English or Irish. This little book, however trifling it may appear, will be found of the utmost importance: both the catechist and the pupil will profit by perusing it. Had this book been in general circulation throughout Ireland, the people would be well instructed in their prayers, and they would have

a greater respect for the awful ceremonies of the Holy Sacrifice of the Mass, and endeavour to hear it with more zeal and attention. This book, also, will be of great use to School-masters who may not be well able to teach the children their prayers as they should be taught. As Irish Catechisms are to be had in every town, I think it needless to add any part thereof to this little book, as they are both easy and plain to every country scholar who can read English. I have also added, the Rosaries and Litanies of Jesus, and the Blessed Virgin Mary, and Beads and Litany of Saint Joseph, &c.; the Rosary and Litany for the Dead, and the Recommendation of a Soul departing. I hope all will be pleasing to the public, and merit me a share in their prayers, which I earnestly request.

I am the true Catholic's

Humble and devoted Servant,

P. Denn.

## AN PHAIDIR.

Ar Nathair ata air Neamh, go naomhuighthar tainim; go dtaga do Riogheacht; go ndeantar do thoil air talamh mar deantar air Neamh. Tabhair dhuinn a niumh ar naran laetheamhuil; agus maith dhuinn ar gcionta, mar mbaithmid do chach do chionntuigheas 'nar naghadh. Agus na leig sin a dtemtasun, (geathughadh;) ach saor sinn o Olc. Amen.

*Failte an Aingil.*

Go mbeannuighthar duit a Mhuire, lan 'do ghrasa, ata an Tighearna ad tfhochair is beanuighthe thu idir Mhna, agus is beanuighthe tore do bhroinn, IOSA. A Naomh Mhuire, a Mhathair De, guig oruinne na Peacuig, a nois, aguis air uair ar mbais. Amen.

*Cre na Nabsdol.*

Creidim an Dia an Tathair uile chomhachtach, Cruthuightheoir Neimhe agus Talmhan, agus an Iosa Criost, a aon Mhac sin ar dTiarna; gabhag o'n Spioraid Naomh, do rugag o Mhuire Oigh, d'fulang Pais faoi Phonsis Pilaid, do ceusag air a Gcrois, do fuair bas, agus do hadhlacadhag; do chuaidh sios go hIfrionn; d'eirghidh an treas la o mharuibh; do chuaidh suas air Neamh; agus ata na shuidhe air dheis laimh De an Tathair uile chomhachtach; as sin tiocfas aig tabhairt breitheamhnas air bheodhaibh agus air mharuibh. Creidim 'anso Sprid Naomh; an naov Eagluis Chatoilice; Cumann na Naomh; Maitheamhnas na bpeacuidhe, Eiseirghe na Colla, agus an bheatha Shiorruidhe. Amen.

*An Faoisdin Generalta.*

Admhuighim do Dhia Uile chomhachtach, do Mhuire naomhtha ata riamh na hOigh, do Mhichael naomhtha Ardaingeal, do Eon naomhtha Baisde, do na hAbsdolaibh naomhtha Peadair agus Pol, do na Naoimh uile, (agus duitsi a Athair,) gur pheacuigheas go ro mhor, le smuaineadh, le breithear, agus le gnomh, tre mo choir fein, tre mo choir fein, tre mo mhor choir fein.—Air an adhbhar san, impidhim air Mhuire naomhtha, ata riamh na hOigh, air Mhicheal naomhtha, Ardaingeal, air Eon naomhtha Baisde, air na hAbsdolaibh naomhtha Peadair agus Pol, air na Naoimh uile, (agus ortsa, a Athair,) guidhe chum ar dTiaghearna Dia air mo shon.

Go ndeinidh Dia Uilechomhachtach trocuire orm, agus mo pheacaidhe do mhaitheamh dam, agus me thabhairt chum na beatha shioruidhe. Amen.

Go dtuga an Tighearna Uilecomhachtach trocuireach Pardun, Asboloid agus maitheamhnus am pheacuidhe uile dham. Amen.

*Deith Naitheanta De.*

1. Mise do Thiarna Dia, na bioch aoin Dia agad achd Me.
2. Na tabhair ainim De gan adhbhar.
3. Coimead an tSaoire mar is coir.
4. Tabhair dod Taithair agus dod Mhathair onoir.
5. Na dein Marbhugh. 6. Goid. 7. Na druis.
8. Na fiaghnuise breige an aon chuis.
9. Na sanntaidh bean, nach leat fein.
10. Clann Duine eile, na Airneis.

*Se Aitheanta na hEaglwise..*

1. Aifrion d'eisdeacht gach uile Dhomhnach agus laetheanta Saoire fogurtha.
2. Trosga an Charghios do dheunadh go glan treunas air fheoil Diahaoine agus Dia Sathruin agus laetheanta uile do gnaith.
3. Faoisidin glan na bpeacuidhe do dheunadh an chuid is lugha dhe uair sa mbliadhain.
4. Sacramint beanuighthe Chorp naomtha an Tighearna do ghlaca air dheidh staid am Chaisg no timchiol na Casga.
5. A gceart fein do dhiol leis an Eagluis.
6. Gan ceangal posa do dheunadh o'n gceud Domnach don Advent go la an chinn an da la dheug, na o Mhairt-Inide go Domhnach iar Gcasga, na le gaodhalta toirmiosgithe.

*Na seacht bpeacaidhe Marbhtha.*

'Uabhar, Saint, Druis, Craos, Fearg, Formad agus Leisge.

*Na Seacht Subhailcidhe re na gclaitear na seacht bPeacaidhe Marbhtha.*

Umhluigheacht, Feile, Geanamnuigheacht, Measardhacht, Foighid, Searc-chomani, agus Caon-duthracht.

*Na se pheacaidhe anagha an Spioraid Naomh.*

Eudochas Slanuighthe, Andochas as Trocaire De, Cur angha na Firine as a Riocht, Formad fa mhaith spriodalta dhuine eile, Calcadh anso pheaca, agus Neamh aithridhe re linn Bais.

*Na Cheithre Pheacaidh d'eigheas air Dhia aig iara Dioghaltuis.*

Dunmharbhadh toiltheanach, Peaca Sodoim, (Druis mhionadurtha na colna) Leathrom do dheunamh air na Boicht, agus a dTuarasdal do chongbhail o lucht Oibre.

*Na Seacht Sacraminte.*

Baisdeadh, Dul faoi laimh Easbuig, Corp Chriosd, Aithrighe, Ola dheidheanach, Ord beannuighthe, agus Posa.

*Na seacht nOibreacha Corpartha na Trocuire.*

Biadh, thabhairt don Ocrach, Deoch don Tartmhar, Eadach don Nochd, Osdiach don Deoruidhe, Dul aig fiosrugha na bPriosunach Fechuint na nDuidhne tinne, agus dul aig adhlacan na Marbh.

*Na seacht nOibreacha Spioraidalta na Trocuire.*

Dea-chomhairle do thabhairt dod chomarsa. Olus don Anbhfiosach. Teagusg air a leas don Pheacach. Solas do chur air Dhuidhne craidhte buartha. Gach Easonoir da bhfaighir do mh aitheamh. Gach Buairt d'iompar go foighdeach. Agus guidhe air bheoibh agus air mharbhimh.

*Na seacht dTaidhlicidhe an Spioraid Naoimh.*

Tuigse, Eagna, Comhairle, Neart, Foghluim, Diagasulacht, agus Eagla an Tighearna.

*Na da Thorthudh dheag an Spiorad Naoimh.*

Carthanacht, Luchair, Sichain, Foighde, fadfhulang, maitheas, deachroidheacht, ceannsacht, creidiomh, macantacht, banumhlacht, agus geanamnuidheacht.

*Na hOcht nDrongadh Beannuighthe.*

1. Is beannuighthe na boicht a Spioraid; oir is leo Rioghacht Neimhe.
2. Is beannuighthe na Daoine ceannsa; oir is leo seilbh na talmhan.
3. Is beannuighthe luchd an dolais; oir gheobhid siad Compord.

4. Is beannuighthe an drong air a mbion ocrus agus iodhta an chirt; oir ghoid a sasav.
5. Is beannuighthe an drong trocuireach; oir gheobhid trocuire.
6. Is beannuighthe an drong glan-croidheach; oir chidhfid Dia.
7. Is beannuighthe lucht deanta na sichana; oir goirfidhear clann De diobh.
8. Is beannuighthe an drong fhuilingeas gearleanuint air son an fioraontachd; oir is leo san Riogheacht Neimhe.

*Althu roimh Biadh.*

Beannuig, a Thiarna an oiliunt seo as mein linn a ghlaca chum ar neartu chum do sheirbhise. An ainim an Athar, &c.

*Tar eis Biadh.*

Bheirmid baochus duit a Thighearna fa'n oiliunt seo thugais duinu; tabhair duinn mar ghrasa ar saodhal, ar slainte agus ar neart do chaithiomh chum do sheirbhise. An ainim an Athar, &c.

---

## URNUIGH ROIMH NA GNIMH.

Tabhair duin a Dhia shioruidhe uilechomhachtach breis Creidimh, Dochuis, agus Carthanacht; agus chum go m'fhiu sin gach ni gheallan tu duin d'fhaighil, tabhair duin grasa chum gach ni d'orduighean tu do ghradha, tre Iosa Criost, ar dTighearna. Amen.

*Gniomh Creidimh.*

O a Thighearna, creidim gach uile nidhe do chreideas agus choingios an Naomh Eagluis Chatiolice Romhanach, agus go harithe gach uile nidhe ata animnithe a Gcre na nAbsdal, do

bhrigh gur fhoillsis fein duinn iad. Creidim go speisialta an aon Dia amhain, a dtri bpearsanuibh, an Tathair, an Mac, agus an Spioraid Naomh. Creidim gur ghlac an Mac le oibriugh an Sprid Naomh collan daona fa bhroinn na Maighdine Muire, gur fhulang se bas air Chrann na Croise air ar son, gur eihrig an treas la o mharuibh, go ndeamhuig suas air neamh, go bhfuil na shuidhe air deis laimh De, go dtiocfe as san a ndeire an tsaodhil chum breitheamhnus do thabhairt air gach naon do reir a noibreacha, go dtabharthuig an beatha shioruidhe mar luacht saothair do na deadhdhaoine, agus pianta siorruidhe a dtinne Ifrinn do na droch dhaoine. Creidim mar an gceadhna, as a mhor ghradha dhuinne, gur fhag se a chuid feola agus fola mor luach, a anam agus a dhiadhact aguin mar lon spioraidalta aig ar nanamnacha ann Sacramint ro naomhtha na hultora, agus gur fhag se comhochta aig an Eagluis Chatoilce ar bpeacuidhe mhaithiomh duinn: Ata aigne dhingmhalta agam a Thighearna mareachtuin agus bas dfhaighil san gcreidiomh so, le comhna da mhor ghrasa.

### *Gniomh Dochuis.*

O a Thighearna ata muinin agus dochus laidir agum tre do mhor throcuire fein, agus tre phais agus bhas ar Slanaightheoir Iosa Criost, go dtabharfe tu grasa agus trocuire, agus maitheamhnas am pheacuidhe dham san tsaodhal so, agus an bheatha shiorruidhe san tsaodhal ata le teachd, do bhrigh gur ghealuis iad do na daoine chuireas a muinin agus a ndochus ionut go hiomlan, ma dheinim deaoibreacha, noch do ghealuim duit anios do dheanamh le comhna do naomh grasa.

*Gniomh Gradha agus Croidhebhrugha.*

O à Thighearna gradhim thu os cionn gach uile nidhe, do bhrigh go bhfuil tu ro ghradhmhar, ro thaithniomhach, agus ro mhaith ionut fein; ata gradha agam dom chomharsa agus beig do ghnaith mar me fein air do shonsa; ata gradha chomh mor san agam duit, gur tuisge do sgarfinn leis an saodhal go leir na do sgarfinn leat, do bhrigh go ndeanan an paca marbh an duine do sgaruint leat; ata cathugh agus doilios croidhe chomh mor san oram tre fheirg do chuir riamh ort leis an bpeaca go bhfuil aigne dhingmhalta agam le comhna do naomh ghrasa, gan tuitim ann as so suas, agus ocaid an pheaca do sheachuint go brach aris.

---

*Urnuighe an Tighearna minighthe.*

C. Ca mheid athchuingeadha san bPaidir?

F. Ataid seacht nathchuingeadha.

C. Abair an chead athchuinge.

F. 'Ar nAthair ata air Neamh go naomhuighthar tainim.'

C. Creud iarramaoid sa nathchuinge sin?

F. Iarramaoid aithne agus eolus a bheith air Dhia air fuaid an domhuin uile; agus onoir moladh, agus gradha, do thabhairt dho tre shaodhal na shaodhal.

C. Cia hiad do naomhas ainim De?

F. An dream do chreides agus do gheileas do.

C. Cia hiad do mhasluigheas ainim De?

F. An dream do bhriseas a dhlighe, no do pheacuigheas anaghaidh aitheanta De.

C. Creud iarramaoid san dara athchuinge, 'go dtaga do Riogheacht'?

F. Iarramaod air Dhia, a ghrasa do dhortadh

ann ar gcroidhthibh san tsaodhal so agus gloire shiorruidhe do thabhairt dhuinn san tsaodhal eile.

C. Creud iarramid san treas atchuinge, 'go ndeantar do thoil air talamh mar deantar air Neamh'?

F. Iarramoid air, grasa do thabhairt duinn chum a thoil do dheanamh san tsaodhalso, mar do nid na hAingil air Neamh.

C. Creud e chialluigheas Toil De do dheanamh?

F. Ata na haitheanta do chomhliona, agus a bheith foighideach an gach buairt agus leathrom do theigeomhas duinn.

C. Creud iarramaoid san gceathramhadh athchuinge, 'Tabhair dhuinn a niumh ar naran leathuil'?

F. Ata gach nidhe ata na riachtanus oruin do thaobh anam agus choirp do thabhairt duinn, 'siad san, na sacraminteadha, dea-thagusg agus grasa De, biadh fos agus eudach.

C. Creud iarramaoid san gcuigeadh atchuinge, 'maith dhuinn ar gcionnta mar maithmid do chach do chiontuigheas 'nar naghadh'?

F. Ata maithunus ar bpeacaidhe do thabhairt duinn, do reir mar maithmid fein dar naimhdibh; oir ni feidir dhuinne maitheamhnus d'faghail o Dhia muna maitheam gach olc da mheud do chach eile.

C. Creud e iarras an te re nach aill maitheamhnus do thabhairt da naimhdibh?

F. Iarradh se air Dhia gan maitheamhnus do thabhairt do.

C. A dtugan an te ud nach bhfuilingionn radharc no comhluadar na muintire do rin urchoid dho, fior mhaitheamhnus dhoibh?

F. Ni thugann; oir ni leanan se sampla De,

noch fheuchus oruinn go geanamhuil, agus ghlacas chuige sinn go trocaireach gradhach, an tan do bheir maitheamhnus dhuinn.

C. Creud iarramaoid san seiseadh athchuinge, 'na leig sinn a Geathughadh?'

F. Iarramoid air, buaidh do thabhairt dhuinn air chathuighibh an Diabhail, an tSaodhail agus na Colna.

C. Creud iarramaoid san seachtmhadh athchuinge, 'Acht saor sinn o Olc?'

F. Iarramaoid air Dhia, ar saoradh o gach nidhe do dheunfadh dochar na urchoid dhuin, do thaobh Choirp no anama; agus go spesilta o gach nidhe ata anaidh shlainte ar nanama.

C. Creud chialluigheas an focal so. Amen?

F. Ciallnighean se 'bioch mar sin.'

*D'on Aifrionn Naomhtha.*

C. Creud is Aifrion ann?

F. Ata togha urnuighe, agus iodhbairt ionn a nothfraltar go firineach do Dhia, fuil agus feoil ar Slanuightheora Iosa Criosd faoi ghne arain agus fiona, gcoimhne a naomh Phaise agus a Bhais air chrann na croise air son bheodhaibh agus mharbhuibh.

C. Cia Dubhairt an cheud Aifrionn?

F. Ar dTighearna Iosa Criosd, an oidhche cheudna do braitheadh e chum a cheusda.

C. Cia hiad ameasg na mbeoidhaibh da dteid an tAifrionn a sochar?

F. Do bhaill na hEagluise go hiomlan, agus go speisialta do'n te air son a ndeirthear e, do'n tSagart a deir e, agus do'n lucht eisdeas e.

C. Creud e an sochar do ni se do na mharbhaibh?

F. Luighduighean se a bpian a bPurgadoir agus luathuighean se iad go Flaitheamhnus.

C. Cionas is coir dhuinn Aifrion deisdeacht?

F. Is coir dhuinn a eisdeacht go hiomlan, go haireach, go measdamhuil, agus go craibhtheach, oir is malluighthe an te do ni gnothuidhe De go faillidhtheach.

C. Cia hiad an Drong na eisdeas e mar is coir?

F. Ata an Drong do chodlas aige, do bheir aire do neithibh saodhalta, do bhios aig feachuin a nunn agus a nall, do bhios aig comhradh re cheile, agus aig luighe air leath-ghlun, &c.

C. Creud e chialluighean gach ball do Chulla an tSagairt aig radha Aifrinn do.

F. 1. Cialluighean an Amice, no an teadach lin do chuirean se air mhuineal air dtuis, an folach do chur na Iudaig air shuile Chriosd, an tan do bhuaileadar e a dtigh Chaiphas, agus d'fiarthuigdar de 'ainnsint cia bhuail e.'

2. Cialluidhean an Albe no an leine do chuirean se air, an Chulla bhan do chur Herod air ar Slanuightheoir mar gur amudan e.

3. Cialluighean an Crios, do chuirean se tiomchioll air, an Corda re'ar ceangluidhag e annso dgardin.

4. Cialluighean an Miniple do bhion air a laimh chli, an Corda re'ar ceangluidhag a dha laimhuibh don bpiolloir.

5. Cialluighean an stoil, an Corda do bhi tiomchioll mhuineal Chriosd da bhreith chum a cheusda.

6. Cialluighean an Eide an Cota gan fathaim do chaith Criosd, agos fos an teadach purple re ar chluiluighdar e tre fhonoid a dtig Philaid.

7. Cialluighean an leac chloithe do bhion faoi an Gealis air an Ultoir, an Chrois air a rin se e fein d'iodhbairt chum a Athar uile chomhachtach.

8. Cialluighean an Chalis an tuamba no an uaig 'nar cuireag Criosd.

9. Cialluighean an Paten no an leac do bhion air an gChalis, an Chloch do chur na Iudaig air bheul na huaigh.

10. Cialluighean eudaighe na hultora agus na Calise, na heudaighe lin do bhi tiomchioll chorp Chriosd tar eis a vais agus annso nuaigh. Agus cialluighean an Ultoir, Cnoc Calvery, an ait ar cuireagh chum bais e; agus na Cainnle do bhion lasda air an Ultoir, an Solus do thug Criosd air fuaid an Domhain re no phais agus a bhas, agus fos solus sioruidhe a dhiadhachta air Neamh.

C. Creud fath na dtagan an Sagart tri coisceimidhe amach o'n Ultoir agus na numhluighean se e fein sul do thosnuidhean se air an Aifrionn?

F. Ata a gcuimhne na dtri nuaire do chaith Criosd e fein air aghaidh anuas air an dtalamh an uair do thosnadh se re na phais.

C. Creud fath na numhluighean an Sagart e fein aris aig radha an (Chonfiteor) Fhaoisidin generalta?

F. Chum a chur a gceill don bpobal gur cheart doibh iad fein d'umhlugha an uair sin a dtaobh a bpeacuidhe do bhi na dtrom ualach air Iosa Criosd, agus go m'fheidir leo pardun dfaghail annta tri thora a Phaise ma iarfadis e re croidhe umhal aithridheach.

C. Creud e an chial ata res an Sagart do thabhairt Pog don Ultoir an uair do theighcan se suas uirthe?

F. Chum a chur a dtigsin, go dthug Criosd pog na sithchana dona Iudaig agus do na Paganaig.

C. Creud e chialluighean Kyrie Eleison, agus Criste Eleison do radh chomh minic?

F. Ata tri huaire anonoir an Athar, tri huaire a nonoir an Mhic, agus tri huaire a nonoir an Spriod Naomh aig cur ar riachtanas na lathair, agus aig trocuire ortha.

C. Creud e chialluighean an Gloria in Excelsis?

F. Cialluighean se 'Gloire do Dhia gobard,' an tabhran do shing na haingil re linn Chriosd do thuirlint san Stabla; air an adhbharsan, an trocuire atamaoid d'iara, is tre bhreith agus bhas Chriosd do thagan se.

C. Creud e chialluighean an tEpistle do leigheas an Sagart aige taobh deas na hultora?

F. Cialluighean se an tseann dlighe; is fos teagusg na bhfaigibh agus na nabsdaluibh do na daoine ann gach ait.

C. Creud fath na naistrighthar an leabhar o thaobh deas na hultora agus an taobh cli?

F. Da chur a gceill o dhiult na Iudaig do theagusg na nabsdal, gur iompuighdar air na Paganaig, agus gur eisd siad san leo, agus gur threig siad a malluightheachd na thaobh.

C. Creud e chialluighean an Pobal d'eirighe na seasamh re linn an leabhair d'aistriugha?

F. Chum a theasbana go bhfuil siad ollamh chum siubhal a ndlighe Chriosd feasta, agus gach nidhe dheana d'orduighean se dhoibh.

C. Creud e chialluighean an Soibhsgeul do leaghabh air thaobh cli na hultora?

F. Chum a chur a dtuigsin, gur buadhag air chomhachta agus air riogheacht an Diabhail re teagusg Chriosd; oir a deir an Sgriptuir gur ab e an taobh thuaith no an taobh cli, taobh an Diabhail tre na dtagan gach mallaightheacht. *Jer.* 1. 14.

C. Cred fath a ndeir an Sagart Dominus vobiscum, sul do thosnuidhean se res an Soibhsgeul?

F. Chum go mbeith an Pobal ollamh tre ghrasa De chum eisdeacht res, noch d'iaras an Sagart doibh, aig radh 'go raibh an Tighearna bhur bhfochuir.'

C. Creud fa a ndeir se an Chre na ndhiadh san?

F. Ata admhail phublidhe an Creidimh, agus tairbhe naomhtha an tsoibhsgeil do chraobhsgaoile.

C. Creud e chialluighean an Chalis do nochta agus an fion agus an tuisge curthar innte?

F. Ata a gcuimhne do Chriosd an uair do nochtag a chorp chum e sgiursail; agus cuirean an fion agus an tuisge a gcuimhne dhuinn mar do thaineadh fuil agus uisge amach as taobh Chriosd air an gcrois.

C. Creud e chialluighean an Sagart do nigh barr a mheuraibh aige cuinge na hultora?

F. Da chur a gceill gur cheart do gach naon a anam do nighe go glan le haithridhe sul do ghlacach se corp Chriosd, is go bhful se fein, no gur cheart do bheith amhla.

C. Creud fath na leighean an Sagart Canoin an Aifrinn go ciuin?

F. Ata a gcuimhne do dholas agus do chiunas Chroist aimsir na Paise.

C. Creud e chialluighean na tri crosa do dheanan se air an Abhluinn agus air an gcalis?

F. Chum a chur a gceill gur le toil an Trinoide ro naomhtha do rinag ar bhfuasguilt air an gCrois.

C. Creud fath a ndeanan se chuig chrosa aris air an Iodhbairt?

F. A gcuimhne an gcuig la do bhi idire e dhull asteach go Jerusalem agus a phais dholasach.

C. Creud fath a narduighean se an Corp naomhtha agus an Chalis anairde?

F. A gcuimhne do Chriosd da ardugha 'air an gcrois, agus a chuid fola da dortha tre na chreachta beannuighthe.

C. Creud e is ceart a radha re linn an chorp naomhtha d'ardugha?

F. A Thighearna, creidim go deimhin go bhfuil tu idir fhuil agus fheoil, diadhacht agus dhaonacht go cinnte san tsacramint seo; adhraim agus molaim thu innte om' chroidhe go hiomlan.

C. Creud e is ceart a radhar re linn an Chalis d'ardugha?

F. A Thighearna adhraim tfuil fior uasal; do bheirim mile buidheachas dhuit fa na dortadh air mo shon a gcrann na croise; na leig dham a toradh do chailiunt tre mo phaca.

C. Creud e chialluighean na chuig chrosa do dheanan se na dhiadh san air an sacramint naomhtha?

F. Ata a gcuimhne na gcuig mhor loit do bhi air Chriosd.

C. Creud e chialluighean an machtnamh do ni an Sagart re na dha laimhuibh re cheile tar eis an choirp naomhtha d'ardugha?

F. Ata aig cuimhne air na hanamnacha ata a bpurgadoireacht, is da iara air Dhia tre thoradh Paise agus bais Chriosd suaimhneas siorruidhe thabhairt doibh.

C. Creud e chialluighean da leath do dheanadh don Abhluinn naomhtha, agus roinn bheag do chur sios san gCalis?

F. Ata a gcuimhne do fhuil agus do fheoil Chriosd do bheith sgartha o cheile air an gCrois, agus mar do chuaidh anam sios go hifrion na nAithreacha naomhtha am a bhais, agus fos mar tathuidhag a fheoil agus a fhuil re cheile an la rin se an eiseirghe.

C. Creud e chialluighean an tAgnus Dei, deir se tri huaire?

F. Ata da chur a gceill gur be Criosd an tuain firineach do thogus peacuidhe an Domhuin, agus re linn, a bhais go raibh moran dona Iudaighthe aig buala a nuchtá aig iara pardun air, 'saig admhail gur be mac De e.

C. Creud e chialluigheas an Domine non sum dignus, deir se tri huaire?

F. Cialluighean se, A Thighearna ni fiudh me go dtiocfa fam' dhion, etc. mar a dubhairt an Centurian (no an Captaon) res an Slanuighthеoir an uair do bhi a sheirbhiseach tinn tre na bhfuair se a shlainte: agus cialluighean se fos gur ceart do gach naon e fein do umhlugha re dolios croidhe sul do ghlacach se Corp Chriosd.

C. Creud e chialluighean an Sagart do thogbhail a laimh suas aig tabhairt beannacht don phobal a ndeire an Aifrinn?

F. Ata a gcuimhne don mbeannacht do hug Criosd do na hAsbail re linn e bheith aig dul go flathunas deirdaoin deasgabhala.

C. Creud e chialluighean Soibhsgeal Naov Eon do leaghabh na dhiadh san?

F. Ata a gcuimhne do theagusg na nAbsdail air fuaid an Domhain tar eis thuirlint an Spriod Naomh ortha Domhnach Cinncise.

C. Creud e an inntin re ar ceart an taifrion d'eisdeacht no d'ofrail?

F. Ata—1, Chum adhra, moladh, onoir, agus gloire do Dhia—2, Mar bhreith buidheachuis air sonn athapharte aisidhe—3, Aig iara pardun ann ar bpeacuidhe—4, Is aig iara grasa ar slanuighthe tre luacht an Iodhbairt nhaomhtha san do rin Criosd de fein air son an Domhain air chrann na croise.

C. Creud iad na hurnuighthe ata oireamhnach re radha aimsir an Aifrinn?

F. An te na fuil abalta air leabhar paidreacha do leaghabh, abareach se Coroin Iosa na dtri ndeithniur, agus deineach se machtnamh a nait a cheile air gach pairt do phais Chriosd mar ata minighthe annso leabhar beag so.

C. An maith an nidhe Aifrionn d'eisdeachd go minic a neugmois an lae Saoire?

F. Is ro mhaith da m'fheidir e gach aon la, do bhrigh gur mo ghloire do fhaighean Dia a dtaobh aon Aifrinn amhain, na fhaghean se o aingil agus naoimh na bhflatheas go leir, na o dhaoine dea-bheathacha an Domhain seo uile na bhfochuir.

C. An te sin do bhion aig tuitim a bpeacaidhe marbhthach air feadh se la na Seachtuine, an feidir, do bheith roinnphairteach a dtairbhe an Aifrinn Dia-domhnadh no aon la eile Saoire?

F. Ni feidir do aon neach bheith pairteach ann Taidhlicidhe De an fhaid dfanan se go toilthionach a bpeaca marbh, is gan aigne aige eirighe as go haosga, da bhrighe sin cia go mbion peacuig dhona a lathair an Aifrinn, ni thugan siad gloire do Dhia a dtaobh iad a bheith na Sglabhuidhthe aig an Diabhal go toilthionach.

C. A bhfuil aon tairbhe do pheacach dona dul go di an Aifrionn mar sin?

F. Dob fheidir go bhfaigheach se grasa aithridhe tre thora pais Chriosd, tre dholais do bheith a bheith a dhroch bheatha, da bhrighe sin, is maith a bheith lathair an Aifrinn d'ofrail suas chum De.

C. A neisdean an mhuintir sin Aifrionn mar is coir do bhion lionta re taidhbhse, re mídheisgreig agus re gloir dhiomhaoin da lathair?

F. Ni eisdean do brigh gur fuathmhar re

Dia lucht na taidhbhse, is gach naon eile thugan sgannail no ocaid peaca uatha, go ro speisialta aimsir an Aifrinn.

C. Ca mhead pairt san Aifrionn?

F. Ata chuig phairt—An chead phairt, go crioch na Cre deirthar tar eis an tsoibhsgeil—An dara pairt, go tosach Canoin an Aifrinn tar eis an chloig do bhuala tri huaire re linn Sanctus, sanctus, sanctus, &c.—An trimhugh pairt, go dtosnuighean se res an bPater Noster (no an phaidir)—an ceathramha pairt, as san go neirghion an pobal na seasamh an uair do olan an Sagart fuil Chriosd as an gcalis—An cuigmhugha pairt, as san go deire an Aifrinn.

C. An te na tuigean gach pairt diobh san, is 'ta neamh eolguiseach air a substaint, cad 'ta re deanadh aige?

F. Mar dubhairt me riomhe seo, othfralach se suas a urnuighthe go durhrachtach a gomhphairt re iodhbirt an Aifrinn res an inntin cheadhna re ar othfrail Iosa Criost e fein air an gcrois; agus re san do dheanadh eisdig Dia re nurnuighthe re taithniomh, chomh maith is da mbeith eolus mor aige.

C. A bhfuil aon chomhairle eile agad a daov an aifrinn d'eisdeachd go tairbheach?

F. Ata; a dtosach an Aifrinn grasa d'ira go duthrachtach air Dhia chun e eisdeachd go diadha.—2. Aig an fhaoisidin generalta do pheacuidhe d'admhail do Dhia, agus bheith aig iara pardun ionta.—3. Aig an Gloria in Excelsis, mola, baochus, agus onoir do thavairt do Dhia, go hard.—4. An uair do thosnuidheas an Sagart air leaghamh an Leabhair aris, do riachdanuisidhe fein agus an teampoill do chuir a lathair De.—5. Aig an Epistle, baochus do bhreith leis

a dtaobh gach fios agus eolus do fuairamuir uadh naomh theachtairidhe na bhflatheas, Faigidhe agus Absdail, &c. agus go ro speisialta uadh Iosa Criost fein le na dheadh-theagusg agus le .na dheadh-shampla.—6. Aig an soibhsgeul, grasa d'iara air Dhia, chun gach nidhe dheana do reir mar do shoillsig agus do mhuin Criost duin. 7. Aig an Chre, do chreideamh d'admhail le cre na nAbsdail do radha, mar a bhfuil tu abalta air an gCre deir an Sagart do leaghabh.—8. An uair do nochtan an Sagart an chailis, agus do othfralan se suas an iodhbirt chun De, othfrail suas mar an gceadna do chorp agus tanam mar iodhbirt chun toil agus seirbhis De do dheanamh go brath aris, agus le linn an fhion agus an tuisge do chur sa gcalis, iar air Dhia tu thathugh leis fein go spioraidalta.—9. An uair bheidh an sagart aig nighe barr a mhearaibh aige cuinge na hultora, glac aithreachas a dtaobh do pheacuidhe, agus iar air Dhia tu ghlana uatha le fuil an Uain naomhtha.—10. An uair d'iompoigh se amach air an bpobal, iar air Dhia an iodhbirt sin do ghlaca chun onora do fein agus slanugh siorruidhe don bpobal.—11. Aig an Sanctus, &c. do chroidhe do thoguint suas chun De, mola agus gloire thabhairt do agcomh phairt leis na haingil, aig radha, is beannuidhthe, is beannuidhthe e Dia na naomh Armail ata neamh agus talamh lan da ghloire, &c.—12. An uair do leagheas an sagart Canoin an Aifrinn go ciuin, cuimhne air Phais, agus bhas Chriost, agus othfrail si suas an tAifrionn leis an inntin cheadna le'r othfrail se fein iodhbirt na Croise Eoine an Cheusda. Agus as san go ham beannughthe an aran agus an fhion, comruidhe do ghaodhalta, do chairaid, do

dhaoine muinteartha, &c., agus fos do namhuid do chuir air Dhia, agus grasa aithridhe firineach d'iara dhoibh. (Do innis me riomhe seo cad is ceart do radha am an Chorp naomhtha agus na Cailise do thogbhail suas.)—13. Tar eis sin, an uair do chuirean an sagart a dha laimh le na cheile, guig air mhairbh Phurgadoir, go speisialta do mhairbh fein, &c.—14. Le linn dha leath do dheanamh don Abhluin agus roint bheag do ehur sa gcailis, smuain an uair sin mar do sgarag fuil agus feoil Criost ona cheile air an gCrois, agus iar, mar iaran an sagart, scithain, do bheith le Dia, leis an gcomharsain, agus leat fein.—15. Aig an Agnus Dei, iar trocuire agus pardun air Dhia le spioraid na humhluidheachta.—16. Aig an Domine non sum dignus, &c. umhluig thu fein a lathair De, agus admhail nach fiu thu go dtiocfeach se fad' dhion, iar air a ghrassa do thabhairt duit agus seilibh do ghlaca go spioraidalta ion tanam; as san amach go deire an Aifrinn, bi aig tabhairt baochus do Dhia a dtaobh pais agus bas a Mhic, agus ag iara pardun ion gach locht da'r huit tu ann da eisdacht.

C. Budh mhaith liom fios d'fhaghail, cred fa 'ndeir an sagart an tAifrion a Laidion, thar aon Teanga eile?

F. Ata, mar a si an Teanga cheadna do dheanan an Teampol usaid di uadh aimsir na nabsdail anuas, do bhrigh gur teanga neamhaisdritheach I, air an adhbhar, da mbeich cead a bheil aig deana seannsalacha uirthe mar gach teanga eile, budh ghairid go mbeich an tAifrion agus Urnuidhthe an Teampol tre na cheile fa aisdriugh neav-bhuan na haimsire, agus fos chun a theasbaint na fuil aon aisdriugh le deana air urnuighthe seannda an teampoil ach an oiread

leis an Teampol fein, do theasoigh go daingion neamhaisdritheach buan go deira an Domhain.

---

## ROSARY AINIM NAOMHTHA IOSA.

*An ainim an Athair, agus an Mhic, agus an Spioraid Naomhtha.*

V. O Thiarna, osguil mo bheul.
R. Agus molfe me thu lem' theanga.
V. O Dhia iontaig chum mo chabhartha.
R. O Thiarna luaithig chum comhna liom.
V. Gloire don Athair, agus don Mhac, agus don Spioraid Naomhtha.
R. Mar do bhi air dtuis, ata anois, agus bheig go brach le saodhal na saodhal. Amen.

### NA CHUIG MHISTEIRIDHE DON CHEUD ROINN.

### I.

*Ioncholnu ar dTiarna Iosa Criost.*

Machtnuighmid anso misteir seo mar do ghlac Mac De colan daona as fuil ro ghlan na Maighdiona naomhtha Muire agus mar do rinag duine dhe na brainn.
O Iosa Mhic Dabhi, dein trocuire oruin.
(Deith Nuaire.)
Gloire don Athair, &c.

### II.

*Tuirlint ar dTiarna Iosa Criost o Bhroinn a Mhathar.*

Machtnuighmid anso misteir seo, mar do rugag Slanaidhtheoir an Domhain chum ar bhfuasgultha: agus mar d'fhan Mhathir na Maighdion.

O Iosa, Mhic Dabhi, dein trocuire oruin.
(Deith Nuaire.)
Gloire don Athair, &c.

### III.

*Tiompchol gheara ar dTiarna Iosa Criost.*

Machtnuighmid an so misteir seo mar do thosain ar Slanaightheoir anaóis ochd la air fhulang air son ar bpeacuidhe, agus a chuid fola cheana fein da dorta air ar son: tiompchiol gheara da dheana air do reir an dlidhe, chomh maith 'sda mo peacach e fein.

O Iosa, Mhic Dabhi, dein trocuire oruin.
(Deith Nuaire.)
Gloire don Athair, &c.

### IV.

*Faghail ar dTiarna Iosa Criost san Teampol.*

Machtnuighmid anso misteir seo air ar Slanaidhtheoir a naois a dha bhliadhain deag, mar do theasbain se e fein nios mo na duine, le na thuigsin agus le na eagna, aig muna Dochtuiridhe na nJudaig.

O Iosa Mhic Dabhi, dein trocuire oruin.
(Deith Nuaire.)
Gloire don Athair, &c.

### V.

*Baiste ar dTiarna Iosa Criost.*

Machtnuighmid anso misteir seo, mar do bhaist Naomh Eon Slanaightheoir an Domhain. Mar d'admhalan an Tathair Siorruidhe gur ab e a Mhac e.

O Iosa, Mhic Dabhi, dein trocuire oruin.
(Deith Nuaire.)
Gloire don Athair, &c.

## AN URNUIDHE.

O Iosa, 'na bhfuil tainim os ceann an uile ainim, sa tslidhe a nainim Iosa, go numloch gach gluin leis an muintir ata air neamh, air talamh agus a nifrionn. Do ghlac an tam do bhi ceapaighthe aig an Eagna Shiorruidhe colan daona a mbroinn na Maighdiona naomhtha Muire, agus mar seo tharlaigh tu ad Mhac aige Dabhi; tred' bhreith do bhi mor luathghair air dhaoine agus air aingil. Do thosain chomh luach san air fhulang air ar son, agus do dhorta mar gheall oruin an fhuil sin do ghlanas amach peacuidhe an domhain. Do theasbain teagna siorruidhe aig aois do dha bhliadhuin deag.—Da raibh na flaithais uile aig feithiomh ort re linn do bhaiste, tabhair duine na misteiridhe so do iodhbirt chun t'onora agus ar slanugh fein. Do mhairios agus do riaghluigheas ad Dhia fhirineach mar aon leis an Athair agus leis an Spriod Naomh aon Dia amhain, tre shaodhal na shaodhal. Amen.

---

## NA CHUIG MHISTEIRIDHE DON DARA ROINN.

### I.

*Ar Slanaightheoir aig nighe cosa Dheisgiobail.*

Machtnuighmid anso misteir seo, mar do rin ar Slanaightheoir chun sampla no humhluidheacht do theasbaint duinne, agus cad e mhead is ceart duin seirbhis do dheanamh da cheile, e fein d'umhlugh chomh uiriosal san re cosa dheisgiobail do nighe, ce gur ab e an Dia e da nadhras neamh agus talamh.

O Iosa o Nazareth Righe na n Jiudaig dein trocuire oruin.—(Deith Nuaire.)

Gloire don Athair, &c.

## II.

*Urnuidhe ar dTiarna Iosa Criost sa ngardin.*

Machtnuighmid anso misteir seo, iar aithint d'ar Slanaightheoir go raibh a Phais aig druidiuint leis, do bhi se chomh lan san do dholas na thaobh, agus chomh brughte sin o throm ualach ar bpeacuidhe, gur ghuig se chun an Athar Siorruidhe Cupan searbh na Paise do thoguint uaig.

O Iosa O Nazareth, Righe na nJiudaig, dein trocuire oruin.—(Deith Nuaire.)

Gloire don Athair, &c.

## III.

*Gabhail ar Slanaightheoir.*

Machtnuighmid anso misteir seo, mar do umhluig ar Slanaightheoir e fein do chomhachta daoine, chomh maith is da mo dhuine sombarbhtha e, agus mar do cheaduig se chun ar bhfuasguilt ne, e fein do ghabhail, chomh maith is da mo pheacach cionntach, dlidhe mhaslathach e.

O, Iosa O Nazareth, Righe na nJiudaig, dein trocuire oruin.—(Deith Nuaire.)

Gloire don Athair, &c.

## IV.

*Ar Slanaightheoir aig iompar na Croise.*

Machtnuighmid anso misteir seo, tar eis ar Slanaightheoir do gheara le sgiursidhe agus do pholla le deilgnidhe chum sasamh do thavairt nar bpeacaidhe, mar dob eigin do an chros d'iompar air na raibh se chun bas d'fhaghail, agus mar do chuaigh se air aghaidh go duadhnuidhseach, lan do dholas go di ait a cheusda,

O Iosa O Nazareth, Righe na nJiudaig, dein trocuire oruin.—(Deith Nuaire.)

Gloire don Athair, &c.

V.

*Dul ar Slanaightheoir go hifrionn.*

Machtnuighmid anso misteirr seo, an uair do sgar an bas anam ar Slanaighteoir le na chorp, mar do chuaigh se sios go di an ait a raibh na Naoimh ag sul le na fhuasguilt.

O Iosa, O Nazareth, Righe na nJiudaig, dein trocuire oruin.—(Deith Nuaire.)

Gloire don Athair, &c.

AN URNUIDHE.

O Iosa na bhfuil tainim os ceann an uile ainim, sa tslidhe a ainim Iosa, go numhloch gach glun leis an muintir ata air neamh, air talamh, agus a nifrionn. An umhluidheacht rundiamharach agus na dolais do bhi capuighthe dhuit a dtaobh ar bpeacuidhene, teasbainag/iad an uair do nig tu cosa da heiribhisig agus do chreatuiridhe; an do thriobloid, an turnuidhe agus an talas fola: an do ghabhail agus do bhreith a lathair cuirteana mar dhaor chionntach: an iompar tromualach na croise; agus an sgaruint tanam led' chorp, agus a dhul sios go hifrionn. Tabhair duinne na misteiridhe so do iodhbirt chun t'onora agus ar slanugh fein. Do mhairious agus do riaghluigheas ad Dhia fhirineach mar aon leis an Athair, agus leis an Spriod Naomh, aon Dia amhain, tre saodhal na saodhal. Amen,

NA CHUIG MHISTEIRIDHE DON TRIU ROINN.

I.

*Eiseirighe ar dTiarna, Iosa Criost.*

Machtnuighmid anso mister seo, mar do rineag

anam ar dTiarna Iosa Criost do bhi sgartha le na chorp do cheangal leis aris, tre mhiorbhuilte mhor chomhachta De, agus mar d'eirghe an corp san do bhi marbh, chun gan bas d'fhaghail nis mo.

O Iosa Mhic an De bheo, dein trocuire oruin.
(Deith Nuaire.)
Gloire don Athair, &c.

II.

*Deasgabhail ar dTiarna Iosa Criost.*

Machtnuighmid anso misteir seo, mar do chuaigh ar dTiarna Iosa Criost suas air neamh is aoirde, ait a bhfuil Slanaightheoir an Domhain na shuidhe air deis laimh De, an Tathair uile chomhachtach.

O Iosa, Mhic an De bheo, dein trocuire oruin.
(Deith Nuaire.)
Gloire don Athair, &c.

III.

*Ar dTiarna Iosa Criost aig cur an Spioraid Naomh air an Eagluis.*

Machtnuighmid anso misteir seo, an uair do bhi ar Slanaightheoir anois na shuidhe air deis laimh De, Athair uile chomhachtach, mar do chur se an Spriod Naomh anuas air a dheisgiobail, chun iad do liona le na naomh ghrasa, agus le na thaidhlicidhe, ionus go mbeithdis oireamhna chchun a Chros agus a ghloire do chraobhsgaoile don domhan uile.

O Iosa, Mhic an De bheo, dein trocuire oruin.
(Deith Nuaire.)
Gloire don Athair, &c.

IV.

*Ar dTiarna Iosa Criost aig cur Coroin air na Naoimh bheannuidhthe.*

Machtnuighmid anso misteir seo mar do rin

ar Slanaighteoir tre na Phais, tre na Eiseirighe agus tre na Dheasgabhail, an tslidhe d'fhosguilt do chlainn Adam go Flaitheamhnas do chaileadar tre'd an bpeaca, mar do bhronn se air a Mhathair agus air na Naomh Coroin na Gloire shiorrudhe.

O Iosa, Mhic an De bheo, dein trocuire oruin.

(Deith Nuaire.)

Gloire don Athair, &c.

V.

*Ar dTighearna Iosa Criost aig teachd chun Breitheamhnas.*

Machtnuimid anso misteir seo mar do thiocfe ar Slanaighteoir le coachta agus mordhacht a ndeire an tsaodhail chun breitheamhnas do thabhairt air veodhaibh agus air mhairbh, agus chun a thabhairt do gach naon do reir obricha.

Iosa Mhic an De bheo, dein trocuire orin.

(Deith Nuaire.)

Gloire don Athair, &c.

AN URNUIDHE.

O Iosa 'na bhfuil tainim os ceann an uile ainim sa tslidhe a ainim Iosa, go numhloch gach gluin leis an muintir ata air neamh, air talamh, agus a nifrionn; do naomh chorp do chuir an chine daona chum bais, do thoig an Tathair siorruidhe e aris go glormhar domharbhtha. Do rin led dheasgabhail buadh do bhreith air an mbas, agus do thug leat Priosunaig saor as braighdioneas. Do chuir anuas chughain do reir do ghealamhna an Spioraid sin do thagan o'n Athair agus uaitse, an Comporduidhe agus an Misnitheoir; do shin amach feile do lamha uile chomhachtach, aig brona air Chlainn naomhtha Adam, an ghloire sin na feacadh suil, na'r chualadh cluas, is na'r smuaineadh croidhe an duine air, agus do thiocfe le gcomhacht agus a

mordhacht a ndeire an tsaodhail chum breitheamhnas do thabhairt air bheoibh agus air mhairbh, is na geaithfe gach naon uile teachd ad lathair. Tabhair duinne na misteiridhe so iodhbirt chun t'onora agus ar slanugh fein. Do mhairios agus do riaghluigheas ad Dhia fhirineach mar aon leis an Athair agus leis an Spriod Naomh aon Dia amhain, tre shaodhal na saodhal. Amen.

---

## COROIN IOSA.

*An Ainim an Athair, agus an Mhic agus an Spriod Naomh. Amen.*

An onoir Phais agus Bhas ar dTiarna Iosa Criost agus a gcuibhne na dtri mbliadhna deag agus fithche do mhair se air an saodhal so.*

V. O Thiarna osguil mo bheul.
R. Agus molfe me thu lem' theanga.
V. O Dhia, iontaig chum mo chabhartha.
R. O Thiarna, luaithig chum comhna liom.
V. Gloire don Athair, &c.
R. Mar do bhi air dtuis, &c.

*An cheud Deithniur.*

Machtnuighmid anso, air urnuidhe dolasach ar dTiarna Iosa Criosd anso ngardin, ait 'nar chur se alas fola trid' agus ann ar ghabhadar na Jiudaig e, agus 'nar thugadar droith usaid uathbhasach sganalach do.

Ar Nathair, &c., agus mBeannuighthar duit a Mhuire, &c., air gach aon chloch don Deithniur.
Gloire don Athair, &c.

* They who cannot read ought to say this Crown at Mass, and not the B.V.M's, except the 5 sorrowful Mysteries.

*An Dara Deithniur.*

Machtnuighmid anso, mar tugag suas idir lamhaibh a namhuid mhithrocuireach ar Slanaightheoir Iosa Chriost; mar do rineadar fonoid mhaslathach Dhe; seilidhe do chatamh air eadan; e bhuala agus do bhrugha anso cheann; mar do sgiursaladar e aig an bpioloir, agus na dhiagh san, coroin gheur dheilgnidhe d'fhasga anuas air.

Ar Nathair, &c., agus go mbeannuighthar duit a Mhuire, &c.

Gloire don Athair, &c.

*An Trimhugh Deithniur.*

Machtnuighmid anso, mar do nochtag da chuid eaduig ar dTiarna Iosa Chriosd, mar do spicaladar don gCrois e le tri tarngidhe mora iaruin, agus e chur chun bais idir da bhitheamhnach.

Ar Nathair, &c., agus go mbeannuighthar duit a Mhuirre, &c.

Gloire don Athair, &c.

***Na tri Paidreacha agus na tri Ave deanach.***

Machtnuighmid anso, mar d'eirghe Chriost o mharuibh an treas la; mar do chuaigh se suas air Neamh; agus mar do thiocfe se a ndeire an tsaodhail chun breitheamhnus do thabhairt air bheoibh agus air mhairbh.

Creidim a nDia, &c.

---

## LIODAIN IOSA.

A Thiarna, dein trocuire oruin !
A Chriosd, dein trocuire oruin !
A Thiarna, dein trocuire oruin !
Iosa, eisd linn !
Iosa, tabhair tora air ar nguidhe !

A Dhia an Tathair naomhtha !
A Dhia an Mhic fuasgultheoir an domhain,
A Dhia an Spioraid Naomh,
A Thrinoid naomhtha, aon Dia amhain,
Iosa Mac Da bhi,
Iosa lonra an Athar,
Iosa gileacht na soillse sioruidhe,
Iosa Righe na gloire,
Iosa grian an chirt,
Iosa Mac na Maighdiona Muire,
Iosa gradhmhar,
Iosa iongantach,
Iosa Dia neartmhar,
Iosa Athair an tsaodhail ata le teachd,
Iosa Aingiol an mhor chomharle,
Iosa ro chomhachtach.
Iosa ro fhoideach,
Iosa ro fhomosach,
Iosa ceannsa umhal-chroidheach,
Iosa annsathoir na geanamnuidheachta,
Iosa le'r ab ionuil sinn,
Iosa Dia na sichana,
Iosa Ughdar na beatha,
Iosa sampla na subhailcidhe,
Iosa teas gradhtheoir ar nanamnacha,
Iosa ar nDia fein,
Iosa ar gcoimirce,
Iosa Athair no mbochtain,
Iosa Oirchisde na gcreidmhach,
Iosa an Taodhre mhaith,
Iosa an Soillse fhirineach,
Iosa an eagna siorruidhe,
Iosa an mhathios dochriochnuighthe,
Iosa ar slidhe agus ar mbeatha,
Iosa luthghair na Naingil,
Iosa Maighistir na Neasboil,
Iosa Dochtuir na Soibhsgeuluidhe,
Iosa neart na Martireach,

Dein trocuire oruin.

Iosa solus na gConfesuridhe,
Iosa gloine na Maighdeanacha,
Iosa Coroin ghlormhar na Naoimh uile, } Dein, &c.
Bi fabharach duinn ; tabhair coimirce duinn Iosa.
Bi fabharach duinn ; agus eist linn Iosa,
O'n uile olc, saor sinn Iosa,
O'n uile pheaca,
O'd tfheirg fein,
O cheilg an Diabhail,
O spiorrid na druise,
O bhas sioruidhe,
O fhailidhe an do thaidhlicidhe diaga agus an do ghrasa,
Tri'd run naomhtha do glac colan daona,
Tri'd bhreith fein,
Tri'd leanabuidheacht,
Tri'd bheatha ro dhiaga,
Tri'd shaothar agus tri'd dhuadhnis fein,
Tri'd ghonta, agus tri'd phais,
Tri'd chrois, agus tri'd threigion,
Tri'd ghalar fein,
Tri'd bhas, agus tri'd adhlacan,
Tri'd eiseirghe,
Tri'd dheasgabhail,
Tri'd luathchaire,
Tri'd ghloire fein, } Saor sinn Iosa.
Uan De thogus peacuidhe an Domhain,
Tabhair coimirce duin Iosa.
Uan De thogus peacuidhe an Domhain,
Eist linn go duthrachtach, Iosa.
Uan De thogus peacuidhe an Domhain,
Dein trocuire oruin, Iosa.
Iosa eist linn,
Iosa tabhair tora air ar nguidhe.
A Thiarna dein trocuire oruin.
A Chriost dein trocuire oruin.

A Thiarna Iosa Criost a dubhairt; iarnig, agus glacfe sibh; cuardig, agus do gheobh sibh amach; buailig, agus osglofar dibh: impidhmid ort grasa do thabhairt duin chun annsacht do bheith aguin dod charthanachd ro dhiaga, chun go mbeich dianghradh aguin duit on ar gcroidhe go hiomlan, go nadbhomis tu le nar mbreithribh, agus le nar ngniorthibh, agus chun na criochnomis go brach o'd mhola na o'd t'onoru.

A Thiarna Iosa Criost tavhair duin siorgra is eagla an eineacht do bheith aguin dod dhaonachd ata chomh glormhar san cudaighthe le ola choisrichthe na diadhachta fein; mar na treigean tu go brach o churam do riar is do stiurugh an mhuintir ud do dhaingnig tu air bhunughghas dingmhalta do dhianghradh: O a Shlanaighthеoir an Domhain! do mhairios agus do riaghluigheas ad Dhia fhirineach, mar aon leis an Athair, agus leis an Spioraid Naomh tre shaodhal na saodhal. Amen.

---

## ROSARY CHROIDHE NAOMHTHA IOSA

☞ Tosnuighean an Rosary seo le Cros bheag air dtuis, cloch mhor laimh le tre clocha miona na diaig, agus cloch mhor eile an san; ata tri Deithniuir os san amach, agus cloch mhor a ndeire gach deithniur diobh: cuirean na chuig chloca mora a gcuibhne dhuin, na chuig mhor Chreacht do bhi air ar Slanaighthеoir beannighthe agus na tri deithniuir do chlocha miona cuirean siad a gcuibhne dhuin na 'tri bliadhna deag agus fithche do mhair ar Slanaighthеoir Iosa Chriost air an saodhail so.

*Air an Gcrois—abair—*

O Iosa! Tabhair duin do chroidhe mar gheall ad ghradh, agus mar ionad coimirce, ionus go

bhfaighmis ann, suaibhneas sabhalta air feag ar mbeatha, agus compord fior mhilis air uair ar mbais.

*Air na Clocha mora.*

Adhraim, molaim, agus gradhaim tu, O a Chroidhe naomhtha Iosa! gonta le dolas aig smuaineabh duit, air an iomad maslaidhe tugag duit go di so an sacramint ro naomhtha na hultora: ofrailim suas duit mar shasav annta, troidhe ro charthanach do Mhathair ro ghradach mar aon le luacht na Naoimh. Amen.

*Air na Clocha miona.*

O a chroidhe naomhtha Iosa, aig losga le gradha dhuine! las ar gcroidheacha le gradha dhuitse.

*Urnuidhe chum an Athair sioruidhe.*

O Athair sioruidhe! othfrailim suas a lahir do throcuire, croidhe ro naomhtha do Mhic ro ghradhach do reir mar d' ofrail se sin e fein mar iodhbirt a lathair do chirt naovtha. Glac air mo chonsa na huile mhianguis, cheadfadhaibh, ghradha, inntinnidhe, agus na huile gniomhartha an chroidhe naovha: is liomsa iad, mar is air mo shon do rineag e iobirt is liomsa iad, mar 'se m'aigne os so suas gan aon ni shealbhu, achtnidhe taihniomhach les. Glac da bhrigh sin luacht na croidhe naovha so, mar shasamh ann mo pheacuidhe, agus aig breith baochus air son an dtabhartaisidhe do bronnag orm. Glac iad O Thiarna! mar an oiread san cuisibh chun na grasa speisialta do thabhairt dod sheirbhiseach ata do riachtanus air, ach go prionnsipalta grasa na buantseasamhuidheacht go di an mbas. Glac iad mar an oiread san gniomhartha gradha, adhra, agus mola, noch d'othfralaimise anois dod Mhor dhacht neamhdha. Leis an gcroidhe naohv-

so, leis an gcroidhe naomhtha so amhain, is feidir gradha, onoir, agus gloire thabhairt duit, mar do thuilean tu gradh, onoir, agus gloire do thabhairt duit. Amen.

*** A ndeire gach Deithniur, abair, "Gloire, onoir, agus mola do Chroidhe naomhtha Iosa, ann Sacramint beannuighthe a ghradh."

---

## LIODAIN CHROIDHE NAOMHTHA IOSA.

A Thiarna, dein trocuire oruin!
A Chriost dein trocuire oruin!
A Thiarna, dein trocuire oruin!
A Chriost eist linn!
A Chriost tabhair tora air ar nguidhe!

A *Dhia* an Tathair naomhtha,
A Dhia an Mhic fuasgulthoir an domhain,
A Dhia an Spioraid Naomh,
A Thrinoid naomhtha aon Dia amhain,
A Chroidhe Iosa!
A Chroidhe Iosa do cumag a mbroinn a Mhathair ro bheannuighthe,
A C. I. tathuighthe go miorbhuilteach leis an bhFocul siorruidhe,
A C. I. Aras ro naomhtha na Diadhachta,
A C. I. Teighlach na Trinoide ro naovha,
A C. I. Teampol na huile Bheannuidhthachd,
A C. I. Tobar na nuile ghrasa,
A C. I. ro cheannsa,
A C. I. ro umhal,
A C. I. ro fhomosach,
A C. I. ro gheanamnuidhe,
A C. I. furneis gradh,
A C. I. ro lionta le croidhebhrugh,
A C. I. Oirchisde na heagna.

Dein trocuire oruin.

A C. I. fairge na feile,
A C. I. suidhchan na trocuire,
A C. I. doimhineacht doghrioniolda na nuile shubhailcidhe,
A C. I. doilghiosach sa ngardin,
A C. I. caithte le alus fola,
A C. I. lionta le micohlu,
A C. I. snuithte o'n ar bpeacuidhe,
A C. I. do bhi umhal do bhas na Croise,
A C. I. pollta trid le lannsa,
A C. I. coimirce na bpeacaig,
A C. I. neart na bhfiorein,
A C. I. compord na ndobronach,
A C. I. priobh neart luchd na gcaithuidhe,
A C. I. sgannra na ndiabhal,
A C. I. do naomhuighean croidheacha,
A C. I. buantseasamh na ndeagh-dhaoine,
A C. I. dochus na ndaoine aig faghail bhais,
A C. I. solas na ndaoine naomhtha,
A C. I. taithniomh na Naoimh uile,

} Dein trocuire oruin.

A Uain De, thogus peacuidhe an domhain, sparail sinn, O Iosa !

A Uain De, do thogus peacuidhe an domhain, eist linn, O Iosa !

A Uain De, do thogus peacuidhe an domhain, dein trocuire oruin, O Iosa !

V. O a chroidhe ro naomhtha Iosa dein trocuire oruin.

R. Ionus go ngradhfimis go fior cheart tu le nar gcroidheacha go hiomlan.

GUIGHMID.

O Dhia ! do thug tri'd mhor ghradha do na fiorein croidhe ro naomhtha do Mhic ar dTiarna mar chuis-adhbhar a ngradha diogrusach ; tabhair duinne, athchuingidhmid ort, go ngradhmid agus go nonoiramid an geall so do ghradha

air talamh, ionus go dtoillfemis leis do ghradhsa agus gradha do thabharthas, agus go ngradhfadhsa agus an croidhe ro naomhtha so sinn go siorruidhe a bhflaitheamhnas. Tri Iosa Criost ceadna ar dTiarna do Mhac do mhaireas agus do riaghluidheas mar aon leis an Athair, agus leis an Sprid Naomh aon Dia amhain tre saodhal na saodhal. Amen.

---

## ROSARY NA MAIGHDIONA MUIRE.

An Ainim an Athar, agus an Mhic, agus an Spioraid Naomhtha.

Vers. Go mbeanuighthar duit a Mhuire, lan do ghrasa, ata an Tiarna ad tfhochuir :

Resp. Is beannuighthe thu idir mhna, agus is beanuighthe tora do bhrionne Iosa.

V. O Thiarna, osguil mo bheul.

R. Agus molle me thu lem' theanga.

V. O Dhia iontaig chun mo chabhartha.

R. O Thiarna luaithig chun comhna liom.

V. Gloire don Athair, &c.

R. Mar do bhi air dtuis, &c.

Amen. Alleluia.

Ach o Septugesima go Caisg, an san abuir moladh dhuit, O Thiarna, Righe na gloire shiorruidhe.

---

## NA MISTEIRIDHE SOLASACH.*

### 1. *Teachtaireach an Aingil.*

Ann sa gceud Deithniur so, smuainighmid gur cuireag Aingiol os na Flaithios chun a innsint don Maighdion bheanuighthe an rogha do rin Dia dhi chun a bheith na Mathair aig an bh Fo-

* Na chuig Mhisteiridhe solasach le radha gach Luan agus Diardaoin trid a mbliadhain, Domhnuidhe an Advent, agus as san go Carghios.

cul siorruidhe; gur ghlac Muire an teachdaireacht so le umhluidheacht ro mhor, agus do ghlac Mac De colan daona 'na broinn le oibriugha do fheicsi an Spioraid Naoimh.

Ar nAithir ata air neamh, &c., (aon uair amhain.)

Go mbeannuighthar dhuit a Mhuire.

(Deith Nuaire.)

Gloire don Athir, &c.

AN URNUIDHE.

Admhalaim gur tu O Mhaigdion naouha Mathair firineach De, failtim duit lan do ghrasa, dearfiod le luathghair an failte mola do thug an taingiol duit air dtuis, agus do ghnathuigheas an Teampol go hiomlan o shoin. An tuam do tharla tu ad Mhathir aig an bhFocul daona, do tharla tu mar an gceadna ad Mhathir aige Criostuighe an tsaodhail. Go mothuighmid go brach eifeacht agus bri do charadas maithreamhuil. Amen.

2. *Fiosrugh Naomh Elizabeth.*

Tugamid chun ar smuainte anso Deithniur so, an Mhaighdion naomhtha aig imeacht go deithionsach go sleibhte Judea, aig fiosrugh a Siur Naomh Elizabeth, ait air na teagmhail le, do leim Naom Eon Baiste le mor luthghair a mbroinn a Mhathar os comhair a Fhuasgulthoir, agus mar do naomhuidhag e, 'na broinn. Ar nAithir, &c.

*An Urnuidhe.*

O Mhaighdion ro naomhtha do theasbean go ro iongantach anso misteir seo, an umhluidheacht agus an carthanacht do bhi ionut: Faig duinne o Dhia do mhac ro ghradhach do theacht go minic aig fiosrugha ar nanamnacha, agus go mothoghmis roint eigin do na

taidhlicidhe seo, do fuair N. Eon roimhe seo a dtaobh e bheith 'na lathair. Amen.

3. *Breith ar dTiarna I. C.*

Cuiramid a dtuigsin duin fein anso Deithniur so mar do rugag Fuasgulthoir an Domhain ann Stabla agus mar do cuirag na luidhe ann Mainnsear e mar na raibh aon tslidhe dho annsna Tighthe Publidhe a mBetlethem.—Bioch mor luathghair oruinne a dtaobh tairbhe na humhluidheachta so, agus deinamid ar ndichiol airna Samplaidhe do leanmhuint do thugan se anso duin.

Ar nAthair, &c.

AN URNUIDHE.

O Mhathair ro ghlan De, is luathghaireach linn ann ar gcroideacha Slanaightheoir an Domhain do thurlint od' Bhroinn ro naomhtha.—Guighmid tu, a iara air, turlint anios trc na mhor throcuire go spioraidalta 'nar nanamnacha ne, nig tabhairt comhna dhuin le na ghrasa aithris do dheanamh air shubhailcidhe a lenabuidheacht ; simplidheacht, neamhchionntachd, agus sochomhairleacht, agus a ghrain air bhreagain mhealltach an tsaodhail seo. Amen.

4. *Adhra na dtri Righthe.*

Deinamid anso Deithniur so sinn fein d'umhlugha sios go talamh a bhfochuir na dtri Righthe eagnuidhe seo, chun Iosa Criost d'adhra idir lamha a Mhathair bheannuighthe : anait Oir, Tuis agus Myrrh ; othfralamidhe sinn fein suas do go hiomlan, ar minntin, ar gcroidheacha, agus ar gcoirp.

Ar nAthair, &c.

AN URNUIDHE.

A Mhaighdoin ro naomhtha agus ro ghlan trid an luthghair dolabhartha do ghlacuis anso

nadhra do rinag annso air ar bhFuasgultheoir, iaramid ort an lodhbirt do dheinamidne oruin fein do chur 'na lathair, ionus go nglacfioch se I nios fabharumhla triod sa; go siubhluighmid go brach go dilis le solus a ghrasa, no go dtreisimid an sit a mbeithmid na sheilbh fein annsna Flaithis. Amen.

5. *Fadhail an Leinibh Iosa anso Teampol.*

Bimid pairteach anso Deithniur so annso tsolas do bhi air an Maighdion bheanuighthe, an uair do fuair si an Leanabh Iosa an Jerusalem, tar eis di e chailliomhuint gan aon chionnta uaithe, agus bheith da lorg fe thriobloid mhor air feadh 3 la, is fe dheire do fuair sie anso d'Teampol ameasg na nDochtuiridhe aig eisdeachd leo agus aig cur ceistiona ortha.

Ar nAthair, &c.

AN URNUIDHE.

O Mhathair ro thruadhmheilioch De, a chompord na ndobronach, iaramid ort go duthrachtach trid an luthghair ro iongantach do bhi ort air fhaghail an Leinibh Iosa anso Teampol, tar eis do mhor thrioloid a dtaobh e chailliomhuint, faig duinne na grasa gan e chailliomhuint, go brach le titim anso pheaca marbh; is gan plesiur na suaimhneas do ghlaca an fhaid is cionntach sinn mar seo le e da tharuint fein uain. Amen.

---

## AN SALVE REGINA.

Go mbeannuighthar duit a Bhanrioghain bheannuighthe Mathair na trocuire; ar mbeatha ar millseacht, agus ar ndochus, is ort do sgreadamid clann bhocht diobartha Eva, chughad do churamid ar nosnuidhe le tuirse agus le gol annso ngleann so na ndeora. Air an adhbhar-

san ar nabhcoididhe, feuch oruinn led' shuile trocuire, agus an uair bheig ar ndibireacht air an saodhal so criochnuidhthe, teasbean duin tora do bhroinn Iosa. O a Mhaighdion ro throcuireach, ro dhiaga, agus ro mhilis.

V. Guig oruin a Mhathair bheanuithe De.

R. Ionus go m'fhiu sinn gealumhnacha Chriosd d'fhaghail. Amen.

GUIGHMID.

Eist, O Dhia throcuireach, le urnuithe do seirbhisig, ionus sinne do thanguidheas le cheile a gcomhluadar an Rosary ro naomhtha na Maighdiona beannuighthe Mathair De, go mbeimis tre na headarghuidhe saor triodsa os na dainseir ata os ar gceann do ghnaith. Amen.

---

## NA MISTEIRIDHE DOLASACH.

Le radha gach Mairt agus Aoine trid an mbliadhain, agus Domhnaidhe an Chairghios.

1. *Urnuidhe agus fola ar Slanaighthеoir anso ngardin.*

Feachamid anso deithnuir so air ar Slanaitheoir a ngardin na nOlives, sinte air an dtalamh, fuilidhthe le alus fola aig glaca o laimh Athar an cupan searbh do thargidhag anso dho. Bioch ar nurnuidhthe ar ndoilghios, agus ar dtoilidheacht le toil De stiuruidhthe do reir an tsampla so.

Ar nAthair, &c.

AN URNUIDHE.

O A Mhathair De do rin duine de fein chun na cinne daona do shabhail, d'fhulang nios mo a dtaobh mor phianta agus triobloididhe do Mhic da d'fhulang na Mairtirig uile; faig uaig duinne Croidhe bhrugh fior neartmhar a dtaobh ar bpeacuidhe, duthracht bhuantseas-amhach ann.

ar nurnuidhthe, agus umhlugha iomlan do thoil De ann ar dtriobloididhe.

2. *Sgiursail ar dTiarna I. C. aig an bPioloir.*

Machtnuighmid anso Deithniur so, tar eis ar Slanaightheoir I. C. do easonorugh, do mhaslugha, do bhuala, agus do liona le miochlu, mar do sgiursalag e go ro chruadhalach le ordu Philid; agus anso staid mionghearrtha so, e dha theasbaint do na Giudaig.

Ar nAthair, &c.

AN ÚRNUIDHE.

O Vahair na ndolais, 'nar briseag doohriodhe a bhfeoil moingheartha do Mhic; iaramid ort trid an ngradh san do chuir diachuir air a chuid fola do dhorta, agus bas d'faghail air ar sonne; faig duinne tri'd eadarghuidhe na phesiuir pheacumhla so agus ainmhianta na colainne do sheachuint go haireach go brach, tre 'nar bh'eigin d'ar bhFuasgultheoir sasamh do thabhairt annta leis an sgiursail fola so. Amen.

3. *Coroinugh ar Slanaighteoir le Deilgnidhe.*

Cuiramid a dtuigsin duin fein anso Deithniur so an uile easonoir agus masla tugag anios do Iosa Criost; fonoid da dheanamh de mar Righ breighe, cana beg Giolcuidhe mar shlat riogh-amhuil na laimh, Deilgnidhe geara mar Choroin air, seanna Chloca purple mar Roba a Riodham-hlacht air. Deineach a fhoidhne sinn do thea-gusg fa'n uile mhasla agus chruadh thriobloi-didhe an tsaodhailseo.

Ar nAthair, &c.

O Mhaighdion ro cheannsa agus rothruadh-mheilioch, nior bhfeidir le aon duine a leitheid do phian triobloidach do bheith air is do bhi ortsa, a dtaobh mor mhead gach easonoir

mhaslathach diobh so, ach leis an te d'fhulang iad go ro pheanuidamhuil; impidhmid ort a iara air duinne, go smuaineodhmis go brach le baochus air na probhail charthanach so a mhor ghradh duinne; go raibh a Choroin deilgnidhe mar leighios airighthe a naghaidh ar dtaidhse, agus a fhoidhne fe gach mor tharcuisne diobh so, mar chompord agus mar chomhna aguin ion ar dtriobloididhe uile. Amen.

4. *Iosa Criost aig iompar na Croise.*

Machtnuighmid ans so Deithniur so air ar Slanuightheoir air a shlidhe go Sliabh Calvary aig luba fe throm mheadhchun a Chroise. Tugamidhne an oiread comhna is 'ta 'nar gcomhachta dho da hiompar, le ar gcrosa fein d'iompar go misneamhuil. Ar nAthair, &c.

AN URNUIDHE.

O Mhathair ro naomhtha agus ro thruadhmheilioch, do chiomead cuibhdeachta do Mhic gradhach go Sliabh Calvary, aig mothughale mead do ghradha dho trom mheadhchun a Chroise. Go ndeinamidne tre turnuidhthe si, e leanmhaint anso chosan do mharcail a chuid fola amach duin; go niomparuidhmid go brach go luthghaireach na crosa so go leir is toil le na Throcuire, le na mhor Mhaitheas no le na Cheart naomhtha d'ordugha dhuinn. Amen.

5. *Ceusa ar dTiarna Iosa Criost.*

Annso Deithniur so togamid suas ar suile air Mhac De, air crocha le Tairngidhe o'n Gcrois, fuillighthe le Cneadha, aig faghail bhais a mor phianta eagsamhlach air ar sonne.

Ar nAthair, &c.

AN URNUIDHE.

O Mhathair mhaighdionamhuil! a Iodhbirt mor fhulang agus dolais, do bhisocair ciuin aige

bun na croise aig osnaoil fe phianta mor eagcaoineach bais do Mhic, agus aig measga do dheora le na chuid fola san ; polta trid chroidhe leis an gCloidheamh san an dolais d'fhoillsig N. Siomon duit ; iaramid ort go ro umhal, faig duinne, ar gcroidheacha agus ar mianuibh do bheith ceanguilte go brach don Chrois ; go raibh ar mbeatha stiuruighthe da reir, agus ar mbas naomhtha tre na Comhachta. Amen.

(Salve Regina le radha anios, agus an Oraid na dhaig.

---

## NA MISTEIRIDHE GLORMHARA.

**Le radha gach Ceadaoin agus Satharan trid an mbliadhain, agus Domhnaidhe o Chaisg go hAdvent.**

1. *Eiseiridhe Chriost o mhairibh.*

Machtnuighmid anso Deithniur so air Mhac De aig eiseridhe anios as an dtuamba na shoillse Gloire : iaramid air, grasa na Eisiridhe spioraidalta do thabhairt duin, O thug se sampla dhuin air ion a phearsa fein.

Ar nAthair, &c.

AN URNUIDHE.

O Mhathair ro naomhtha De, tre an luthghair dolabhartha do bhi ort le linn eisiridhe do Mhic mor onoireach ; faig duinne tre'd eadarghuidhe, sinn do bheith rannphairteach a ngloire a Bheatha domhartha ; ionus go neireodhmis O thuamadh ar bpeacuidhe agus as ndroichleachtuidhe, an slidhe na casfimis go brach aris ortha, ach siubhal a Nuadheacht na beatha os so suas. Amen.

2. *Deasbhail Chriost go Flaitheamhnas.*

Machtnuighmid anso Deithniur seo, mar do chuadh Mac De dehad la tar eis eiseiry suas go

Flaitheamhnas go lan chomhachtach os comhair a dheisgioboil; agus mar do thugan se coire dhuinne e leanmhuin ann anois le duthrachd ar mianuibh, mas ail linn a bheith 'na chuibhdeachta go firineach na dhiagh so.

Ar nAthair, &c.

AN URNUIDHE.

O Mhaighdion naomhtha, do bhi led mhian-uibh duthrachtach aig osnaoil go ro thriob-loideach a ndiagh do Mhic annsna Flaithis, nios mo go mor na bhiodar so uile do bhi na chuibhdeachta air talamh; taraing leat sinne go di e sin led eadarghuidhe chomhachtach, ionus tar eis a bheith deithilte nios mo go mor o Sholaisidhe fallsa an tsaodhailseo, go raidhmis air nadhaigh gach aon la ansa chosan san na subhailcidhe, do rin se sin agus tusa do mharcail amach duin go ro dheidh-shamplach. Amen.

3. *Tuirlint an Spriod Naomh air an Deisgioboil.*

Glaodhmid chun ar smuainte anso Deithniur so mar do chur air dTiarna Iosa Chriost iar na mbeith dho na chuidhe air thaobh deas a Athar siorruidhe, an Spriod Naomh air a Theampol do reir a ghealllumhna; an Spioraid dhiadha so aig tuirlint anuas a gcosmhulacht teangacha teine. Impidhmid air ar ninntin do shoillsiugh agus sin do lasa le na ghradha, go labharfimis agus go ngniomhoghmis go brach do reir an dlidhe sin na ngras do rin se chraobhsgaoile air an saolso.

Ar nAthair, &c.

AN URNUIDHE.

Go mbeannuighthar duit! O Mhaighdion lan do ghrasa, agus do mor lionag an la so (Domhnach Cincise) le breis iomadamhlacht da thaidhlicidhe beannuighthe; feuch le truaghmheil air mhead

ar nuireasbaidhe spioraidalta; faig duinne roint spearacha don teine naomhtha san doirteag anuas anso ortsa, ionus tre bheith soillsithe le firine an tSuibhsgeil agus beodh le teas duthracht Gradha diadha, go mothoghmis go brach go fiorcheart, mor chomhachta an Spioraid naomhtha so. Amen.

4 *Togbhail na Maighdiona beannuighthe Muire go Flaitheamhnas.*

Deinamid machtnamh anso Deithniur so, an uair do thaine an tam orduighthe aig an Eagna siorruidhe chun criche, dimig an Mhaighdion bheannuighthe o'n Saodhalso go sealbhoch si aris air Neamh cuideachta a Mic. Bioch luthghair oruinne a dtaobh a Seun agus a Gloire, da iara uirthe sinn do threorugh suas ann le na hurnuidhthe mar an gceadna.

Ar nAthair, &c.

AN URNUIDHE.

O Mhaighdion ro bheannuighthe do thoill tre'd mhordhacht ro onoireach Mathair an Ghradha naomhtha do ghlaodhheach ort, is an do bhas so agus an do thogbhail ghlormhar go Flaitheamhnas do fuaiar a ghradh san ionutsa fior iomlaineacht a thaithniom huidheacht. Iaramid ort faig duinne na grasa chun beatha fiorghlan do leamnhuint, bas naomhtha do thuiliomh, agus a bheith rannphairteach an Seun solasach na Gloire shiorruidhe. Amen.

5. *Coroinugh na Maighdiona ro bheannuighthe annsna Flaithis.*

Deinamid machtnamh anso Deithniur so mar do ghlac an Mac is ro mhor onoiridhe asteach go Flaitheamhnas an Mhathair is ro naomhtha, aig bronna an mhor phriobhleid uirthe do thoill si le na beatha agus le na cailidheachtuidhe re

dheidhshamplach, agus da coroiniugh gan amhrus le Coroin ro shoillseach na Gloire. Chun an Mac do shasamh gradhmid go duthrachtach an Mhathair; chnn an Mhathair do shasamh umhluidhmid go firineach don Mac.

Ar nAthair, &c.

AN URNUIDHE.

A Bhanrioghhuin na nAingil agus na nDaoine mar admhaltar air Neamh agus air Talamh, fe ughdaras dochoimsithe do Mhic; glac go grasamhuil uainne an mor Onoir do theasbeanamid duit anso Rosary seo. Feuch oriun mar do Chlainn; toig suas do lamhaibh fior ghlan duinne, go motheoghmis go brach eifeacht agus tairbhe do Choimirce, no go rachadhmid chun tu d'fheicsin ad shuidhe ad Chathaoir righamhuil na mor chomhachta. Amen.

Salve Regina le radha anios, agus an Oraid na dhiag.

Tri paidreacha agus tri Ave Maire, &c., anonoir na Trinoide ro naomhtha, agus an Chre a nonoir na nEasbol, anso agas a ndeire na Misteiridhe Solasach agus Dolasach; agus Liodain Mhuire mar an gceadna.

---

☞ This Rosary I have translated from that in the book called True Piety, considering the mysteries and orations more pathetic than those in other books.

---

## COROIN MHUIRE.

*Na Seacht nDeithniuir.*

An ainim an Athair, agus an Mhic, agus an S. N. Amen.

A nonoir na seacht Misteiridhe solasach do bhi air an Maighdion Mhuire, agus a gcuibhne

an da bhliadhain deag agus tri fithchid do mhair si air an saodhalso.

Vers. Go mbeanuighthar duit a Mhuire, lan do ghrasa, ata an Tiarna ad tfhochuir.

Resp. Is beanuighthe thu idir mhna, agus is beanuighthe tora do bhroinne Iosa.

V. O Thiarna osguil mo bheul.

R. Agus molfe mo thu lem' theanga.

V. O Dhia iontaig chum mo chabhartha.

R. O Thiarna luaithig chun comhna liom.

V. Gloire don Athair, &c.

R. Mar do bhi air dtuis, &c.

1. *Solas. Teachtaireacht an Aingil.*

Ann sa gceud deithniur so smuainighmid gur cuireag aingiol os na fiaithis chun a innsint don Maighdion bheannuighthe an rogha do rin Dia dhi chun a bheith na mathair aig an bhFocul siorruidhe; gur ghlac Muire an teachdaireacht so le umhluidheacht ro mhor, agus do ghlac Mac De colan daona 'na broinn le oibriugh do-fheicsi an Spioraid Naoimh.

Ar nAthair, &c.

AN URNUIDHE.

Admhalaim gur tu o Mhaighdion naomhtha mhathair firineach De, failtim duit lan do ghrasa, dearfiod le luthghair an failte mola do thug an taingiol duit air dtuis, agus do ghnathuigheas an Teampol go hiomlan o shoin. An tam do tharla tu ad mhathair aig an bhFocul daona, do tharla tu mar an gceadna ad Mhathair aige Criostuighthe an tsaodhail. Go mothuighmid go brach eifeacht agus brigh do charadas maithreamhuil. Amen.

2. *Solas. Fiosrugh Naomh Elizabeth.*

Tugamid chun ar smuainte anso deithniur so, an Mhaighdion naomhtha aig imeacht go

deithionsach go sleibhte Judea aig fiosrugh a Siur Naomh Elizabeth, ait air na teagmhail le do leim Naomh Eon Baisde le luthghair a mbroinn a Mhathar os comhair Fhuasgulthoir, agus mar do naomhuidhag e 'na mbroin.

Ar nAthair, &c.

AN URNUIDHE.

O Mhaighdion ro naomhtha do theasbean go ro iongantach anso Misteir seo an umhluidheacht agus an charthanacht do bhi ionut. Fag duinne O Dhia do mhac ro ghradhach do theacht go minic aig fiosrugha ar nanamnacha, agus go mothoghmis roinnt eigin do na taidhlicidhe seo, do fuair Naomh Eon roimhe seo a dtaobh e bheith 'na lathair. Amen.

3. *Solas. Breith ar d Tiarna Iosa Criost.*

Cuiramid a dtuigsin duin fein anso deithniur so mar do rugag Fuasgulthoir an Domhain ann Stabla, agus mar do cuirag na luidhe ann mainsear e, mar na raibh aon tslidhe dho annsna tighthe publidhe a mBethlehem.—Bioch m or luathghair oruinne a dtaobh tairbhe na humhluidheachta so, agus deinamid ar ndichiol air na samplaidhe do leanmhuint do thugan se anso dhuiu. Ar nAthair, &c.

AN URNUIDHE.

O Mhaithair ro ghlan De, is luthghaireach linn 'nar gcroidheacha Slanaighthoir an Domhain do thuirlint od' bhroinn ro naomhtha Guighmid tu, a iara air tuirlint anios tre na mhor throcuire go spioraidalta 'nar nanamnachana, aig tabhairt comhna dhuin le na ghrasa aithris do dheanamh air shubhailcidhe a leanabuidheacht; simplidheacht, neamhchintachd, agus sochomhairleacht, agus a ghrain air bhreagain mhealltach an tsaoil so. Amen.

### 4. *Solas. Adhra na dtri Righthe.*

Deinamid anso Deithniur so sinn fein d'umhlugha sios go talmh a bhfochuir na dtri Righthe eagnuidhe seo chun Iosa Criost d'adhra idir lamha a Mhathair bhean nuighthe: anait oir, Tuis agus Myrrh, othfralamidne sinn fein suas do go hiomlan, ar ninntin, ar gcroidheacha, agus ar gcoirp. Ar nAthair, &c.

AN URNUIDHE.

A Mhaighdion ro naomhtha agus ro ghlan trid an luthghair dolabhartha do ghlacuis anso nadhra do rinag annso air ar bh Fuasgultheoir, iaramid ort an Iodhbirt do dheinamidhe oruin fein do chur 'na lathair, ionus go nglacfioch se I nios fabharumhla triodsa; go suibhluighmid go brach go dilis le solus a ghrasa, no go dtreisimid an ait a mbeithmid na sheilbh fein fein annsna Flaithis. Amen.

### 5. *Solas. Fadhail an Leinibh Iosa anso Teampol.*

Bimid pairteach anso Deithnuir so annso tsolas do bhi air an Maighdion bheannuighthe, an uair do fuair si an Leanabh Iosa an Jerusalem, tar eis di e chailliomhuint gan aon chionnta uaithe, agus bheith da lorg fe thriobloid mhor air feadh 3 la, is fe dheire do fuair si e anso dTeampol ameasg na nDochtuiridhe, aig eisdeachd leo agus cur ceistiona ortha.

Ar nAthair, &c.

AN URNUIDHE.

O Mhathair ro thruadhmheilioch De, a chompord na ndobronach, iaramid ort go duthrachtach trid an luthghair ro iongantach do bhi ort air fhaghail an Leinibh Iosa anso Teampol, tar eis do mhor thriobloid a dtaobh e chailliomhuint, faig duinne na grasa gan e

challliomhuintgo brach le titim anso pheacd marbh; is gan plesiur na suaimhneas do ghlaca an fhaid is cionntach sinn marseo le e da tharuint fein uain. Amen.

6. *Solas. Eiseiridhe Chriost o Mhairibh.*

Machtnuighmid anso Deithniur so air Mhac De aig eiseiridhe anios as an dtuama na shoilse Gloire: iaramid air grasa na hEisiridhe spioraidalta do thabhairt duin, o thug se sampla dhuin air iona phearsa fein. Ar nAthair, &c.

AN URNUIDHE.

O Mhathair ro naomhtha De, tre an luthghair dolabhartha do bhi ort le linn eisiridhe do Mhic mor onoireach; faig duinne tre'd eadarghuidhe, sinn do bheith rannphairteach a ngloire a Bheatha domharbhtha; ionus go neireodhmis o thumadh ar bpeacuidhe agus ar ndroichleachtuidhe, an slidhe na casfimis go brach aris ortha, ach siubhal a Nuaidheacht na beatha os so suas. Amen.

7. *Togbhail na Maighdiona beannuighthe go Flaitheamhnas.*

Deinamid machtnamh anso Deithniur so, an uair do thaine an tam orduighthe aig an Eagna siorruidhe chun criche, dimig an Mhaighdion bheannuighthe o'n saodhalso go sealbhoch si aris air Neamh cuideachta a Mic. Bioch luthghair oruinne a dtaobh a Seun agus a Gloire, da iara uirthe sinn do threorugh suas ann le nahurnuidhthe ma an gceadna. Ar nAthair, &c.

AN URNUIDHE.

O Mhaighdion ro bheannuighthe do thoil tre'd mhordhacht ro onoireach Mathair an Ghradha naomhtha do ghlaodhach ort, is ann

do bhas so agus ann du thogbhail ghlormhar go Flaitheamhnas do fuair a ghradh san ionutsa fior iomlaineacht a thaithniovuidheacht. Iaramid ort faig duinne na grasa chun beatha fiorghlan do leanmhuint, bas naomhtha do thuiliomh, agus a bheith rannphairteach an Seun solasach na Gloire shiorruidhe. Amen.

*Paidir agus da Ave Maria.*

A nonoir an luthghair do bhi uirthe annsa Flaithis an uair do cuirag Coroin Ghlormhar uirthe os ceann na nAingil agus na Naoimh. Agus Paidir agus Ave Maria air son an Phapa. An Chre a nonoir na nEasboil. Agus an Salve Regina na ndiag.

AN URNUIDHE.

O Bhanrioghuin ghlormhar na bhflaithios, impidhmid ort gabhail leis an gcoroin seo d'othfralamid aig ad chosa mar choroin Rosaibh ; tabhuir duinne a Bhaintiarna ro ghrasamhuil, ar nanamnacha bheith lasta tre'd eadarghuidhe le teas gradha chomh mor san, chun tu d'fheicsin fe Choroin chom glormhar san, is gan e fhaghail bas go brach ionnuin no go naistreoghfur e an seilbh solasach do radhairc naomhtha so. Amen.

---

## LIODAIN MHUIRE.

Cuiramid sinn fein fa'd choimirce a Naomh Mhathair De, na diultuig ar nurnuidhthe anam ar riachdanas, ach o'n uile bhaol saor sinn a Mhaighdion ghlormhar bheannuighthe.—Amen.

A Thiarna, dein trocuire oruin !

A Chriost, dein trocuire oruin !

A Thiarna, dein trocuire oruin !
A Chriost, eist linn !
A Chriost, tabhair tora air ar nguidhe !
A Dhia an Tathair naomhtha, dein trocuire oruin.
A Dhia an Mhic fuasgaltheoir an Domhuin, dein trocuire oruin.
A Thrinoid naomhtha aon Dia amhain, dein trocuire oruin,

A Naomh Mhuire,
A Naomh Mhathair De
A Naomh Mhaighdion na Maighdionacha,
A Mhathair Chriost,
A Mhathair na grasa diaga.
A Mhathair ro ghlan,
A Mhathair ro gheanamnuidhe,
A Mhathair gan truailiugha,
A Mhathair gan torbheim,
A Mhathair so ghradhach,
A Mhathair iongantach,
A Mhathair ar gCruitheora,
A Mhathair ar Slanaightheora,
A Mhaighdion ro eagnuidhe,
A Mhaighdion chlumhuil,
A Mhaighdion somholta,
A Mhaighdion chomhachtach,
A Mhaighdion cheannsa,
A Mhaighdion dilis,
A Sgaothain an ehirt,
A Chathaoir na heagna,
A Chuis ar luthghara,
A Shotig spioraidalta,
A Shothig onorig,
A Shothig oriric na caoinduthrachta,
A Ros rundiamhuir,
A Thur Dabhi,
A Thur Eboine,

} Guig oruin.

A Theach Ordha,
A Aire an reachta,
A Gheata fhlaitheamhnuis,
A Raeltion na Mainne,
A Shlainte na neaslan,
A Choimirce na bpeacaig,
A Sholas na ndobronach,
A Chomhnamh na gcriostuighthe,
A Bhanrioghain na naingil,
A Bhanrioghain na bpatriarc,
A Bhanrioghain na bhfaige,
A Bhanrioghain neasboil,
A Bhanrioghain na martireach,
A Bhanrioghain na gconfesuridhe,
A Bhanrioghain na Maighdiona,
A Bhanrioghain na Naoimh uile,

Guig oruin.

A Bhanrioghain na Rosary ro naomhtha,

Uain De thogus peacuidhe an Domhuin, tabhair coimirce duin a Thiarna.

Uain De thogus peacuidhe an Domhuin, eist linn go duthrachtach, a Thiarna.

Uain De thogus peacuidhe an Domhuin, dein trocuire oruin, a Thiarna.

A Thiarna, dein trocuire oruin.

A Chriost, dein trocuire oruin.

Ar nAthair ata air Neamh, &c.

V. Eist ar nurnuidhthe a Thiarna.

R. Agus go racha ar nosna ad lathair.

---

V. Do thainig Aingiol an Tiarna le sgeula chun Muire.

R. Agus do ghaibh si Gin o'n Sp. Naomh.

V. Go mbeannuighthar duit a Mhuire, &c.

R. A Naomh Mhuire, a Mhathair De, &c.

V. Feuch mise cailin an Tiarna.

R. Go dtanguidhe dam do reir tfhocuil.

V. Go mbeannuigthar duit a Mhuire, &c.

R. A Naomh Mhuire a Mhathair De, &c.
V. Agus do ghlac Mac De colan daona.
R. Agus do chomhnaig ion ar measg.
V. Go mbeannuighthar duit a Mhuire, &c.
R. A Naomh Mhuire a Mhathair De, &c.
V. Guig a Naomh Mhathair De.
R. Ionus go m'fhiu sinn gealumhnacha Chriosd d'fhaighail.

Guidhmid tu a Thiarna do ghrasa do dhorta go lionmhor nar nanamnacha, ionus tar eis fios d'fhaghail duin air theacht Iosa Chriosd do Mhic a gcolon daona tre theachtaireacht an aingil, do dtiocfioch linn dul go gloire a eiseirighe tre neart a Phaise agus a Chroise ro naomhtha, tre Iosa Chriosd ar dTiarna ceadna. Amen.

---

## PAIDRIN N. JOSEPH.

Tosnadh leis mar Rosary Iosa, aghe an san abair air no clocha mora an urnuidhe seo leanus, noch a deir an Teampol an uair deirthar a Oifig naomhtha.

### AN URNUIDHE.

Comhnaig linn O Thiarna, impimid ort, tre luachd Ceile do Mhathair ro naomhtha, ionus go bhfadhmis tre na eadarghuidhe san, na neithe nach fiu sinn fein d'fhaghail: Noch do mhaireas agus do riaghluigheas mar aon leis an Athair, agus leis an S. N. tre Shaodhal na Saodhal. Amen.

*Abair air na Clocha miona.*

A Phatriarc ro ghlormhar N. Joseph, Athair oileamhna Iosa, agus ceile Mhathair ro naomhghlan De, guig oruin anois agus air uair ar mbais. Amen.

Abair an Chre aig criochnugha.

## SEACHT BPAIDREACHA AGUS SEACHT NAVE MARIA.

A nonoir na seacht nDolais, agus na seacht Solais do bhi air Naomh Joseph.

---

*An cheud Dolas.*

Na Smuainte peanuideach do bhi air a daov a bheith chun sgarmhuint le na cheile is I aig iompar an Leinbh Iosa.

*An cheud Solas:*

Teachduireacht chompordamhuil an Aingil aig radha, a Joseph mhic Dabhi, nach bioch eagla ort, glac Muire chughad mar cheile.

Ar nAthair, &c.

Go mbeannuighthar duit a Mhuire, &c.

2. *Dolas.*

An uair do chonare se an Leanbh Iosa aig crith le fuacht anso mainseur, agus gan aon nidhe le feicsinn an ach aindeise agus amhgur.

2. *Solas.*

An uair do chuala se an ceol binn ainglidhe. Adhra na Sipeiridhe agus na tri Righthe Sleachtaidhthe* os comhair an Leinbh De.

Ar nAthair, &c. &c.

3. *Dolas.*

An uair do chonarc Naomh Joseph an Leanbh Iosa aig dorta chuid fola naomhtha chomh luach san Tiompelgheara.

3. *Solas.*

An uair do thug se an ainim ro naomhtha Iosa air an leanbh, mar d'orduig an tAthair siorruidhe do le teachdaireachd an Aingil.

Ar nAthair, &c., &c.

---

* Prostrate.

4. *Dolas.*

An uair a dubhairt Siomon leis an Maighdion naomhtha is a Roghlanta go rachach Cloidheamh tre na Croidhe.

4. *Solas.*

An uair a dubhairt Siomon, go mbeich Criost na sholus aig na Paganaig, na Ghloire aig Israel, agus an eiseirighe aige moran.
Ar nAthair, &c., &c.

5. *Dolas.*

An uair dob eigin do Chriost teithe go hEgypt o'n Tioranach Herod.

5. *Solas.*

An uair do thuit Iomhaighuibh na hEgypt chomh luach is do thaine Mac De os a gcomhair. Ar nAthair, &c., &c.

6. *Dolas.*

An uair do ghlac eagla N. Joseph aig casa bhaile o'n Egypt, aig clos do gur be Archelaus do bhi na Righe aig riaghlugha.

6. *Solas.*

An uair do fuair se ordugh oNeamh le teachdaireachd Aingil, casa bhaile le Iosa agus le na Mhathair naomhtha.
Ar nAthair, &c.

7. *Dolas.*

An uair do bhi N. Joseph aig lorg Iosa aig aois a dha bhliadhain deag, is e aig casa a Jerusalem.

7. *Solas.*

An uair do fuair se Iosa annso Teampol 'na shuidhe ameasg na nDochtuiridhe, is iad san lan d'iongantas a dtaobh a mhor eagna.
Ar nAthair, &c.

☞ Dod fhada liom na hurnuighthe do leanus gach Dolas agus Solas diobh so do chuir na ndiagh mar ataid sa Mbearla.

---

## LIODAIN N. JOSEPH.

A Thiarna dein trocuire oruin !
A Chriosd dein trocuire oruin !
A Thiarna dein trocuire oruin !
A Chriosd eist linn.
A Chriosd eist go grasamhuil linn.
A Dhia an Tathair naomhtha, dein trocuire oruin.
A Dhia an Mhic, fuasgulthoir an Domhain, dein trocuire oruin.
A Dhia an S. Naomh Gradhtheoir na bhfiorein, dein trocuire oruin.
A Thrinoid Naomhtha, aon Dhia amhain a dtri pearsa, dein trocuire oruin.
A Naomh Mhuire, Banrioghain an Domhain uile, guig oruin.
A Naomh Joseph, Ceile na Maighdiona beannuighthe,
A N. Joseph naomhuighthe sul do rugag thu,
A N. J. pribhleidag agus coimeadag o'n uile pheaca marbh,
A N. J. neartuighthe a ngrasa,
A N. J. onoir na bPatriarc,
A N. J. lionta le beanachtuidhe mor iongantach,
A N. J. ainmnithe mar Athair aig Iosa,
A N. J. lionta le uile thaidhlicidhe an S. Naomh,
A N. J. thug adhra do Iosa annso Stabla,
A N. J. a Fhir ainglidhe,
A N. J. do rin le comhairle an Aingil Criost do chosaint o fheirg Herod,

} Guig orm.

A N. J. mar cheud Phrionnsa na nard Aingil, do bhi aig riaghlugh Chriost,
A N. J. is mo comhacta na aon dona huird ainglidhe, d'a riabh Righ agus Banrioghuin na bhFlaithios fhomosach,
A N. J. aiga raibh Chriost idir do lamha, agus ann tuchd na shuidhe mar bheich a gCathaoir rioghamhuil,
A N. J. aiga raibh, mar ard Aingiol curam na Maighdion de'n fhior Pharathas,
A N. J. a Dhuine mar aon da na haingil is ro aoirde,
A N. J. a anam mhachtnathach ro ard,
A N. J. do fuair bas idir dha laimh Chriost,
A N. J. do chuala ceol ainglidhe,
A N. J. do chuadh go Limbo go di na hAithaireacha naomhtha roimh Chriost,
A N. J. d'eisseirghe le Criost os na mairbh,
A N. J. do fuair tabharthaisidhe morghlormhar ad chorp agus ad tanam,
A N. J. ar ndeidh-Phatrun agus ar gCotantoir,

} Guig oruin.

A Uain De, thogas peacaidhe an Domhain, sparail sinn O Thiarna.

A Uain De, thogas peacaidhe an Domhain, eist linn O Thiarna.

A Uain De, thogas peacaidhe an Domhain, dein trocuire oruin O Thiarna.

O Thiarna eist lem' urnuidhe:
Agus go racha mo ghuidhe ad lathair.

Comhnaig linn O Thiarna, impimid ort tre luachd Ceile do Mhathar ro naomhtha, ionus go bhfadhmis tre na headarghuidhe san, na neithe nach fiu sinn fein d'fhaghail: Noch do mhaireas agus do riaghluigheas mar aon leis an Athair, agus leis an S. N. tre Shaodhal na Saodhal. Amen.

## ROSARY NA MARBH.

An ainim an Athair, agus an Mhic, agus an Spriod Naomh. Amen.

Abair ar nAithair ata air Neamh, &c., air na Clocha mora mar deirthar air Rosary Mhuire, agus a Thiarna Iosa thruaghmheilioch, air na Clocha miona.

A Thiarna Iosa thruaghmheilioch.

A Thiarna Iosa, &c.,<br>
A Thiarna Iosa, &c.,<br>
A Thiarna Iosa, &c.,<br>
A Thiarna Iosa, &c.,<br>
A Thiarna Iosa, &c.,<br>
A Thiarna Iosa, &c.,<br>
A Thiarna Iosa, &c.,<br>
A Thiarna Iosa, &c., } Dein trocuire ortha.

V. Suaibhneas siorruidhe tabhair doibh a Thiarna.

R. Agus leig don Solus siorruidhe soillsiugh ortha.

V. Go gcomhnuidhe siad ion sichain.

R. Amen.

(Abair na tSailm mar leanus.)

Os na doimhin d'eigheas chughad.

O Thiarna ; a Thiarna eist lem' ghlor.

Bioch do chluasa aireach do ghuth mo ghearain.

Ma thugan tu aire do chionnta, O Thiarna ! Thiarna ! cé sheasodheas e ?

Oir agadso ata maitheamhnas trocuireach ; agus a dtaobh do dhlighe ata suil agam leat, O Thiarna.

Do chuir m'anam muinin ann a bhriathar : ata dochuis aig am anam annsa Tiarna.

O fhaire na maidne go di an oidhche, bioch dochus aig Israel annso Tiarna.

Mar is aig an Tiarna ata trocuire, agus an fhuasgladh iomadamhuil.

Agus fuasglodhsh se Israel ona uile mhallathachd.

V. Suaibhneas siorruidhe tabhair doibh a Thiarna.

R. Agus leig don Solus siorruidhe soillsiugh ortha.

V. Uaidh gheataidhe Ithfrinn.

R. Saor a nanamnacha O Thiarna.

V. Go gcomhnuidhe siad ion sichain.

R. Amen.

V. O Thiarna eist lem' urnuidhe.

R. Agus go racha mo ghuidhe ad lathair.

GUIDHMID.

Sgaoil impidhmid ort, O Thiarna anamnacha do shei-bhisig o'n uile cheangalacha an pheaca; ionus tar eis a bheith toigthe suas aris ameasg do naoimh agus tfiorein, go mbeidh dis arthnuaidhte a ngloire na heiseirrighe. Tre Chriost ar d'Tiarna. Amen.

---

## URNUIDHE LE RADHA DON DUINE BHIOS AIG FAGHAIL BHAIS.

O Thiarna Iosa Criost, iaramid ort tred' dholas agus tre turnuidhe anso ngardin, guidhe chun an Athair siorruidhe air son do sheirbhiseach ata anso lathair; othfrail suas do na deora fola san do thaine tred' chorp ro naomhtha sa mar shasamh iona pheacaidhe uile; ionus go saorfuidhe e air uair a mhor thriobloide, o'n mbreith tugag an aghaidh an uair do rin se an peaca, agus o'n bpeanos do thoill se 'na thaobh. Ar nAthair, &c.

Go mbeannuighthar duit a Mhuire, &c.

O A Thiarna I. C. dfulang bas air ar sonne air Chraun na Croise; iaramid ort na piunta dfulang tu an uair sin, agus go speisialta air uair do bhais, d'othfrail suas chun an Athair siorruidhe air san an tseirbhiseach so, ionus go nglacfuidhe ion fhabhar iad chum maitheas da anam chun an uair sheunmhar d'fhaghail, agus chun e fhuasguilt o'n bpeanos do thoill se le na pheacuidhe.

Ar nAthair, &c.

Go mbeannuighthar duit a Mhuire, &c.

O A Thiarna I. C. do rin le mor ghradha duinne colan daona do ghlaca le haghaidh ar Slanuighthe, iaramid ort an charthanacht agus an mhor mhaitheas san do theasbain tu don gcine daona, do phledail leis an Aathair siorruidhe air son an tseirbhiseach bochd so, ionus tre'd athchuinidhe chomhachtach sa, go bhfaghach anam; añ uair do sgarfeach le na cholan, tar eis a bheith sgaoilte o cheangalacha an pheaca, cead saor gabhail tre'n gheata do threoruidhean chun gloire agus aoibhneas siorruidhe na bhflaitheas.

Ar nAthair, &c.

Go mbeanneaghthar duit a Mhuire, &c.

O A Thiarna I. C. do rin led' chuid' fola ro naomhtha sinn d'fhuasguilt; iramid ort cuimhhneamh do chneadha mor bheannuidhthe do chur go domhin a nanam an tseirbhiseach, ionus le hiad do bheith do ghnaith os a chomhir, go mbeich misneach air chun fulang go foideach croga, agus go mbeich se armailte a gcoine pianta an bhais.

Tabhair do anios a bheith rannphairteach ann do Phais pheanuidiuil, ann do Eiseirghidhe ghlormhar, agus an do Dheasgabhail ionganttach. Tabhair do bheith tuigsionach air an mor

thairbhe ata ann do mhisteiridhe agus ann do shacramintidhe agus annsna hurnuidhthe go beannuidhthe leir dothfralan an Teampol Caitilcioch ad lathair.

Cuimhnig O a Thiarna, go rabhuis fein a dtriobloid ro mhor le linn do bhais, an slidhe go rin tu air a noment deadhnach dod chruadhchas, bpeice amach chun an Athair siorruidhe, agus do spioraid do chur air a chomraidhe, agus sa nam san dfag an tanam thu. Feuch anios air do sheirbhiseach anso ann a phianta mor thriobloideach aig glaoch amach go hard chughad; seasaig anios annso taobh leis; cosain e agus cuir compord air annso tribloid so, agus glac anam an do lav trocirech.

Cuimhnig, O Iosa vilis, go raibh do lamha naomhtha sinte air an gcrois, do thaobh polta le sleadh, agus do cheann aig croma anuas o leaba chruaig na Croise; glac truamheil anios d'anam do theirbhiseach ata aigsgarmhuint leis an saodhalso, is aig lorg coimirce ortsa; glac e ann do lamha, faisg e led chroi dhe, agus leig do e fein dfolach ann chun go mbeidh se cosanta air a namhuid, no go nimeoch fearg De tharis. Cuiramid comruidhe anama ann do lamha noch do chruithig agus do cheanaig tu; iaramid ort, na diultaig d'obair do lamha beannuidhthe.

O a Iosa Criost, do ceasag air an gCrois chun sinne dfuasguil, iaramid ort tred an ngradha san do thug anuas os na flathais tu, glac trudhmheil d'anam do sheirbhiseach, tabhair maitheamhnas do 'na pheacuidhe, agus tre luachd do ghear Phaise, sa sasaig air son a lochtuy, agus foirlion a lagachair led mhor throcuire; leig do anios a bheith fiosach air iomad do throcuire thruadhmheilioch, agus a bheith tuigsionach

air mhor mhaitheas an Tiarna. Tabhair do na grasa anios ata riachtanach chun dul ad lathair an uair do ghlaodhfe tu air. Tabhair do, impimid ort, fior fhoidhne agus a bheith lan shasda led thoil ro naomhtha ann a phianta agus a thrioblodidhe. Tabhair do pardun iomlan iona pheacuidhe, neartaig a chredeamh; meaduig a dhochus, agus lion e le mor charthanachd, ionus le linn imighthe dho go nglacfuidhe anam ann do throcuire. O Fhuasgultheoir ghradhach, tre an mor eagcaoin pheanuidamhuil sin do rin tu air nCrois aig faghail bhais uirthe, an uair dobheic tu amach chun Tathar siorruidhe, impimid orf, teasbean trocuire dod sheirbhiseach bocht so, annusa naimsir dheanach so a mhor thriobloide, eist le osnuidhe agus mianuibh a chroidhe, agus an tan nach feidir leis anios labhairt air a shon fein, labhair si air a shon, impimid ort, oir is tu an Focul siorruidhe, agus an te na diultoig an Tathair aon nidhe air.

Tre do bhuadh air an mbas, agus luachd dochoimsithe do phaise, impimid ort, air son an tseirbhiseach so gan aon smuaite bheith agad ach smuainte sichana, trocuire, agus compoird, agus gan cuibhneamh air chradhnas na peanos do thabhairt do.

Neartuig e anaghaidh an uile neamhmhuinin agus eadochus; saor e ona riachta nais, agus bi ad Chomporduidhe do annso triobloid mhor pheinamhuil seo. Leig do na lamha san, do spiocalag don Chrios roimhe seo, anios pledail air a shon, agus aig faghail pardun do, e threorugh asteach ann do shuaimhneas siorruidhe. Amen.

*Torbhirt suas an Anama aig fagbhail na Colla do.*

A Thiarna, dein trocuire oruin.
A Chriost, dein trocuire oruin.
A Thiarna, dein trocuire oruin.
A naomh Mhuire,
A aingil agus Arcaingil uile,
A Abel naomhtha,
A Choradh na bhfiorein,
A Abraham naomhtha,
A Naomh Eon Baiste,
A Naomh Joseph,
A Phatriarcuibh agus fhaig uile,
A Naomh Peadair,
A Naomh Pol,
A Naomh Aindrias,
A Naomh Seadhan,
A Absdail agus Shoibhsgeuluidhthe naomhtha uile,
A Dheisgiobail naomhtha uile ar dTiarna,
A Neamhchionntaig naomhtha uile,
A Naomh Stiofan,
A Naomh Lauras,
A Mhartirig naomhta uile,
A Naomh Silvester,.
A Naomh Gregoir,
A Naomh Austin,
A Easboig agus chonfesuiridhe naomhtha uile,
A Naomh Benedict,
A Naomh Proinsias,
A Mhanachaibh agus a Dhireochaibh naomhtha uile,
A Naomh Maire Magdalein,
A Naomh Lucy,
A Mhaighdionacha, agus a Bhaintreacha naomhtha uile,

} Guig air, (uirthe.)

A Naoimh uile De, deinig eadarghuidhe air a shon, (son.)
Bi trocuireach, sparail e (i) O Thiarna.
Bi trocuireach, saor e (i) O Thiarna.
Bi trocuireach, glac e (i) O Thiarna.

Od' tfeirg fein,
O Dhainseur an Bhais,
O dhroch Chrioch,
O Phianta Ithfrinn,
O'n uile Olc,
O Chomhachta an Diabhail,
Tred' Bhreith fein,
Tred' Chrois, agus tred' Phais,
Tred' Bhas agus tred' Adhlacan,
Tred' Eiseirighe ghlormhar,
Tred' Dheasgabhail iongantach,
Tre Grasa an S. N. an comporduidhe,
La an Bhreitheamhnais,
} Saor e (i) O Thiarna.

Sinne na Peacthaig, impimid ort eisdeachdlin.
Go sparala tu e, impimid ort eisdeacht lin.
A Thiarna, dein trocuire oruin.
A Chriost, dein trocuire oruin.
A Thiarna, dein trocuire oruin.

GUIDHMID.

Imig a Anam criostuil as an saodhalso, a nainim De an Tathair uile chomhachtach do chruithig thu; a nainim Iosa Criost, Mac De bheo, dfulang bas air do shon; a nainim a S. N. do naomhuig thu; a nainim an nAingil, na nard Aingil agus na noird Ainglidhe mor chomhachtach uile; a nainim bPatriarcaibh agus na bhFaigidhe, na nAbsdalaibh agus na Soibhsgeuluidhthe naomhtha, a nianim na Mairtirg agus na gConfesuridhe naomhtha, a nanim na Manachuibh agus na nDireochaibh naomhta, a nainim na Maighdionacha naomhtha, agus Naoimh uile De, go raibh tionad comhnaithe

aniubh ion sichain, agus taitraibh annsna Flaithis. Tre Chriost ar dTiarna. Amen.

A Dhia na trocuire, a Dhia na nuile mhaitheas; O Dhia, do thugan, tre iomad do throcuire, maitheamhnas. na bpeacuidhe don muintir do bhion doilghiosach na dtaobh, agus do mhaitheas go grasamhuil na cionnta do rinadar roimhe sin, feuch go trocuireach air do sheirbhiseach anso N. agus tabhair do pardun iomlan iona pheacuidhe uile, oir ata se go ro dhian da iara ort. Ceartuig, O Athair, throcuireach, gach a bhfuil tuailidhthe ann tre lagachair na colan, no tre lionta a naomhuid; dein ball firineach dod Theampol De, agus leig do bheith pairteach ann tora tfuasguilt throcuireach. Bioch truadh agad, a Thiarna, da dheora agus da osnaidhe, agus leig e chun sacraimint do shichana, oir nil aon dochus aige ach ionutsa. Tre Criost air dTiarna. Amen.

Do bheirim suas tu a dhearbhrathair do Dhia na nuile chomhachta, agus fagbhuim tu fe na throcuire, os tu fein a chreatuir; ionus le diol na bhfiacha a coitchion, le tanam do thabhairt suas go m'fheidir leat casa air do Chruitheoir do chum tu as an gcre. Go ndeinidh cuibhdeachta mhor uasal na nAingil teachd a gcoine tanam le linn sgarmhuint led cholain; go nglaca an chuirt Apsdail tu ghlaca; go ndeinidh an armail chaithreimeach do Mhartirig glormhar do threorugh; go ndeine comhthionol na gConfesuiridhe solasach teachd ad thiomchiol; go dteibh coradh na Maighdionacha naomhtha reomhad amach; agus suaimhneas siorruidhe go bhfaghaidh tu a gcuibhdeachta na bPatriarc; go dteasbeana Iosa Criost a ghnuis duit go ceannsa luthghaireach, agus go dtuga se ionad duit iona

bhfochuir san ata le bheith an fhiadhnuise go siorruidhe. Go rabhair ad strainseir air an uile nidhe ata peanosuidhthe le doircheadas, smachtuidhthe le lasaracha, agus daor chun pianta. Go dteithe do namhuid mhalluidhthe uait mar aon leis no drioch spioroididhe eile; Go gcrithe se le linn tu d'fheicsin a gcuibhdeachta na nAingil, agus go nimighe se uait go di doinnsiun uathbhasach na hoidhche siorruidhe. Go ndeinidh do Dhia eirghidhe, agus do namhuid do chur chun teithe. Go dteithe gach dream d'fhuathuighean tu as do chomhair. Go sgaipidh siad mar dhiotach, agus mar cheir os comhair na teine; mar sin go nimighe na peacaig as comhair De; ach na fiorein, go raibh athas ortha agus iad seunmhar an fhiadhnaise. Go raibh ministeiridhe Ithfrinn lionta le sgeimhle agus naire reomhad, agus nach raibh se do dhanacht an aon droich Spiornid teachd reomhad sa tslidhe. Iosa Criost go bhfuasguluidhig thu, do ceasag ar do shon; Iosa Criost go saora thu o'n mbas, noch do dheonag bas d'fhulang air do shon; Iosa Criost, Mac an De bheo, go socruidhig tu iona ghardin Parthais; agus go ndeine se sin an Treaduidhe firineach tu dhadmhail mar chionn da threadtha; go sgaoile se thu od pheacuidhe uile, agus tu shocrugh air a dheas laimh ann oidhreacht na bhfiorein. Guidhmid da iara mar shonus adhbharach duit tFuasgultheoir dfheicsin aghaidh air aghaidh, bheith go brach os a chomhair, agus a radharc na firine sin ata a seilbh an dream beannuidhthe. Agus mar seo socruighthe a measg na Spioraididhe seunmhara san, go rabhuir go brach lionta le millseacht neamhdha, Amen.

Glac do sheirbhiseach O Thiarna anso nait shabhala mar ata aigne leis tred' throcuire, R. Amen. Sabhail, O Thiarna, anam do sheirbhiseach, o'n uile bhaol Ithfrinn agus o'n uile phein agus amhgur. R. Amen. Sabhail, O Hirna, anam do sheirbhiseach mar do shabhail tu Enoch agus Elias o bhas coitchion antsaoidhail. R. Amen. Sabhail anam do sheirbhiseach, O Thiarna, mar doshabhail tu Naoh o'n dilin. R. Amen. Sabhail, O Thiarna, anam do sheirbhiceach, mar do shabhail tu Abraham as ceart lar na Caldeans. R. Amen. Sabhail O Thiarna do sheirbhiseach, mar do shabhail tu Job ona chrosa is ono thrio' bloidihe. R. Amen. Sabhail, O Thiarna, anam do sheirbhiseach, mar do shabhail tu Isaac ona Athair do dheanamhidhbirt de. R. Amen. Sabhail, O Thigharna, anam do sheirbhiseach, mar do shabhail tu Lot o Sodom, agus os na lasaracha teine. R. Amen. Sabhail, O Thiarna, anam do sheirbhiseach, mar do shabhail tu Maois o lamha Pharaoh, Righe na hEgypt. R. Amen. Sabhail, O Thiarna, anam do sheirbhiseach, mar do shabhail tu Domhnal as uaigh na Leon. Amen. Sabhail, O Thiarna, anam do sheirbhiseach, mar do shabhail tu an triur leanaidhe as an bhforneis teine agus as lamha an Righe neamhthrocuireach. R. Amen. Sabhail, O Thiarna, anam do sheirbhiseach, mar do shabhail tu Susanna os na fidhnithe fallsa. R. Amen. Sabhail, O Thiarna, anam do sheirbhiseach, mar do shabhail tu Dabhi o amha Saul agus Goliah. R. Amen. Agus mar d'fhuasguil tu Peaduir agas Pol as priosun, mar sin deonaig anam do sheirbhiseach

so do shabail agus do bhreith leat ionus go mbeith se rannphairteach ann do sholasidhe beannuidhthe. Amen.

GUIGHMID.

Do bheirimid suas duit, O Thiarna, anam an tseirbhiseach so, agus impidhmid ort Iosa Criost, Fuasgultheoir an domhain, os tre throcuire dho do rin tu duine dhiot fein anios deonaig e ghlaca ameasg an dream beannuighthe. Cuimhnidh, O Thiarna, gur ab e do chreatuir fein e, is nach Dei fallsa do chruthig e, ach tusa an taon Dia firineach beo; oir nil aon Dia eile ach tu, nil aon d'fhiadhfioch do mhor bhuiltidhe si do dheana. Go bhfaghaidh anam compord ad lathair, agus na cuimhnidh air a pheacaidhe roimhe seo, na air chuid dona drochleachtuidhe sinn ann ar thuit se tre mhorneart pasiun agus truailidheacht. Oir ce gur pheacaidh se, air a shon san do choimead se creideamh firineach ionutsa, a Athair, Mhic, agus a S. N. do choimead se mian. duthrachtach chum tonorasa, agus go thug se adhra dilis duitse a Dhia, agus a Chruihoir an uile ni. Na cuimhnidh, O Thiarna, impimid ort, air pheacaidhe agus neamheolus a oige; ach do reir do mhor throcuire cuimhnig air ann do ghloire siory. Go raibh na flathais osgilte do agus na haingil a luachair leis. Glac O Hiarna anam do sherbhiseach an riocht. Go droridhe N. Micheal ard phrionsa na naingl e. Go dtanguidhe aingil De leis, agus e thavirt go cathair naomhtha na bhflathbas. Go nglaca N. Peadair, an tabsdol e do fuair cocharacha rioch neimhe. Go dtuga N. Pol an tabsdol do bhi mar athrach beanuigbthe comdhnadho. Go ndeinidh N. Eon, an Deisgiobal ghraach d'or fhoillsidheag run na bhflaithis guidhe

air a shon. Go ndeinidh na hAbsdail naovha uile do fuair comhachta ceangal agus sgaoile guiy air a hon. Go ndeinidh servisig naovtha agus toighte De go huile guidhe air a shon, iad son ainim ro naomhtha Chriost: Tar eis do bheith sgartha o'n gcorp truailidhthe seo, go nglactar asteach e ann riogheacht na bhflathas; tre chomhna agus luachd ar dTiarna Iosa Chriost do mhaireas agus do riaghluidheas mar aon leis an Athair, agus leis an Spioraid Naomh tre shaodhal na saodhal. Amen.

---

*Tar eis imighthe don Anam, abair na hurnuidhthe seo mar leanus.*

Taguig a naoiv uile De chun combna leis; tanguidhig leis a Angil De uile, glaciadhe anam, agas tugaig anios e a lathair an Tiarna. Go nglacuig Iosa Criost tu, agus go dtreoruidhe na hAingil tu go di do ait suaimhnis; go nglaca siad anam, agus e thabhairt anois a lathair a Thiarna.

Resp. Suaimhaeas siorruidhe tabhair do, O Thiarna. Vers. Agus leig don solus siorruidhe soillsingh do.

Go dtuga siad e anois a lathair a Thiarna.

A Thiarna, dein trocuire oruin.

A Chriost, dein trocuire oruin.

A Thiarna, dein trocuire oruin.

Ar nAthair, &c.

V. Agus na leig sin a Temtasun.

R. Agus saor sinn o ole.

V. Suaimhneas siorruidhe tabhair do, O Thiarna.

R. Agus leig don solus siorruidhe soilsiugh do.

V. Uaidh gheataidhe Ithfrinn.
R. Saor anam, O Thiarna.
V. Go gcomhnuidhe se ihn siohan. Amen.
V. O Thiarna, eist m'urnuidhe.
R. Agus go racha m'osnadh ad lathair.

GUIGHMID.

Cuirimid, a Thiarna, anam do sheirbhsach N. fa'd choimirce, ionus iar na bheith dho mharbh don saolso, go mairfioch se duitse.— Agus gidh be peacuidhe do rin se tre lagachair na colna, impimid ann do mhor mhaitheas pardun do thabhairt do annta tred' mhortrocuire Tre Chriost ar d'Tiarna. Amen.

*Anois mar chriochnuga, abair on urnuidhe seo shios do na Daoine laithreach.*

Deonaig, O Dhia, an fhaid atamid anso aig golchas a daov bas do herbhisach, go smuaineodhmis ho bhfuilimid fein go cinte chun e leanmhuint. Tabhair duin grasa chun sinn fein d'ollavugh don uair denach san le deabheatha do leanuint, ionus nach tiocfich an bas go hoban oruin, ach a bheith go brath air faire air an am 'na dioefe tusa aig glaoch orin go rachamis le ceile ar nanam asteach a nglore hiridhe. Tri Iosa Criost ar d'Tiarna. Amen.

---

LIODAIN NA MARBH.

A Thiarna, dein trocuire oruin.
A Chriost, dein trocuire oruin.
A Thiarna, dein trocuire oruin.
A Dhia, an Tathair naomhtha, dein trocuire air anamacha na bhfiorein d'fhag an saodhal so.
A Dhia, an Mhic, Fuasgultheoir an domhain, dein trocuire air anamnach nabhfiorein d'fhag an saodhalso.
A Dhia an Spioraid Naomh neart na bhfioroin dein trocuire air anamnach na bhfiorein d'fhag an saodhalso.
A Naomh Mhuire, guig ortha, air.

A Aingal naomhtha, agus ardaingil uile
A Phatriarcaidh agus Fhagibh naomtha uile
A Naomh Absdail, agus, a shuibhsgenluidhthe
naomhtha uile
A Dheisgiobail naomhtha uile ar d'Tiarna,
A Mhartirig naomhtha uile
A Easboig agus a Chonfesuirighe naomhtha uile
A Naomh uile De, deinig caradas doibh (do.)

*Guidh air, (ortha)*

Bi trocuireach, O Thiarna, agus tabhuir pardun diobh, do.
Bi trocuireach, O Thiarna, agus sparail iad, (e.)
O'd fheirg agus o'd dhiomdhesuire fein saor iad. O Thiarna,
O'n uile olc,
O Phianta Phurgadoireacht,
O'n mhe amhgar agus thuinng sa tsaodhalso;
Tre'd mhor thrócuire,
Tre'd Chrois agus tre'd Phais
Tre'd Bhas agus tre'd Adhlacan,
Tre'd dhul sios go buadhach go Limbo,
Tre'd Eise righe glormhar,
Tre'd Dheasgabhail chaithreimeach,
Tre'd theacht an la dheanach aig tabhuirt breitheamhnus air ad gcine dhaona,

*Saoir iad, &c.*

Sinne na Peacaig, impimid ort eis lin,
Go ndeonaigh tu a bpianta luighdiu, impimid, &c.
Go ndeonaigh tu aimsir a ndioaluidheacht do ghiorragha, impimid, &c.
Go nglaca tu le urnuidhtne agus deaghoibreacha na bhfioreiu mar shasamh iona bpeacuidhe, impimid, &c.
Go ndeonaigh tu doibh a bheith gan mhoill rannphairteach ann so laisidne na bhflath:as, impimid, &c.

Agus go bhfaghmid fein na dhiadh so annso seun agus mar aon leis an uile dream air neamh go m'feidir linn tainim de raomhugh agus do mhola, impimid, &c. A Mhic De, impimid, &c.

Uain De, thogas peacuidhe an domhain, bi truadhbheileach dod sheirdhisig dfag an saodhalso.

Uain De, thogus peacuidhe an domhain, sparail do sheiribhisig dfag an saodhalso.

Uain De, thogus peacuidhe an domhain, dein trocuire air do sheirbhisig dfag an saodhalso.

V. O Thiarna, tabhair suaimhneas siorruidhe d'anamnacha bhfiorein dfag an saodhalso.

R. Agus leig don solus siorruidhe soilisugh ortha.

*Guighmid.*

O Dhia, [illegible]theoir agus Fuasgaltheoir an domhain uile, impimid ort go umhal, pardun iomlan do thabhairt do sheirbh[illegible] d'fad an saodhalso, ionus tre'd mhor [illegible]itheas, agus le tomhna athchuinidhe [illegible]hiadha go bhfha[illegible] trocuire agus an bheatha shiorr[illegible]dhe, ho mhairios ai[illegible] [illegible]ha an domhain, mar aon leis an Athair agus leis an Spriod Naomh, tre soadhal na soadhal. Amen.

*Urnidhe d' [illegible] duine [illegible]hair ia leith.*

O Dhia d'ar be do [illegible] [illegible] bheith trocuirach agus maitheamhnus do [illegible] uait, i[illegible] ort go ro umhal trocuire dheanamh [illegible] do s[illegible] dfag an saodhalso. Na leig, O Thiarna Iosa Criost, [illegible] a namhuid, ach tabhair ordugha do na hAingil [illegible] e threorugh asteach go Farathas naomhtha a fhiorbhaile duchuis; ionus nach fulangeoch se pianta Ithfrinn, ach mai-reachduin go siorruidhe ad thochuir fein ion Rioghacht do ghloire; tre ar dTiarna agus ar Slanaighteoir Iosa Criost, Amen.

URNUIDHE EILE.

O Thiarna, bheirimid suas fa do thruadhbheil dochoimsithe, anam do sheirbhiseach dfag an saodhalso. Agus impimid ort tre iomad do throcuire, na peacaidhe ann ar thuit se tre laguchair na nadura, na tre mhor-neart caithuidhe, ann Rioghacht do bheannathacht, tre thora Pais agus Bais do Mhic gradhach. Amen.

FINIS.

☞ Take notice, dear Reader, that if you find any difficulty in reading this Book, on account of the mortified letters you meet mostly in every word, you can easily understand them by viewing them in the underneath line, where every mortified letter is known by having a annexed to it; and the letter that such a mortified letter signifies, is placed under the same, as thus :—

| bh, | dh, | fh, | gh, | mh, | ph, | sh, | th. |
|---|---|---|---|---|---|---|---|
| v. | y. | o. | y | v. | f. | h. | h. |

CORK :—Printed by JOSEPH ROCHE, 36, Cook-street.

# COMHAIRLEACH

# AN PHEACUIG,

AGUS

# AITHEANTA DE

MINIGHTHE.

SGRIOBHTHA LE PADRUIG DENN,

A GCEAPACHUINN.

CORK:
PUBLISHED BY DANIEL MULCAHY,
PATRICK-STREET.
1859.

# TO THE READER.

---

The end for which I composed this little Book is for the spiritual enlighting and instructing poor ignorant Catholics, whose affections are confined to the love of perishable objects, before all other temporal things, by their chief concern, that is, THE SALVATION OF THEIR SOULS. Perhaps some persons may censure me for my assurance in attempting to execute what belongs to the province of superior powers; nevertheless, I mean not to act like the man mentioned in the gospel, who buried his talent under ground. *Matt.* xxv. 18. I will endeavour to increase it by putting at interest, for which I expect an ample reward for my wisdom. I trust that those who received five or two talents, and have well profitted by them, will not think me unwise for acting as I have done. In order to display this little talent, I have composed in a poetical strain the first part of this little Book, by way of address to the sinner, considering that as Poetry has a natural tendency and influence to make deeper impression on the hearts of the true Irish Catholics, than what could be expected from Prose.—I have chosen that, preferably to this, to explain to the sinner, his vanity, and other foibles. I endeavour to make his faults known to him in as plain and familiar a style as I possibly could, through the strains of my little capacity. After exciting much compunction in his breast (as it were) by my remonstrances, he solicits me for further instruction. In compliance to his sincere wishes, I proceeded with my muse until I considered he heard as much as was necessary. But on understanding his earnest desire to reform his life, I took a good English Book in hand

in which the ten commandments of God are explained; I extracted therefrom the different ways that each commandment is transgressed, and asked the sinner, whether he were guilty of the like in the course of his life, and how often: thus, I continued until I ended the entire, concluding each with a short reflection on the enormity of the sins corresponding with the violation of such a commandment. I also examined him on the Precepts of the Church and Seven Capital Sins, called Deadly Sins, the whole I hope, will be the means of doing much good among my Irish brethren. I beg it as a particular favour of every Reader into whose hands this little Book may yet be put, to read it often, especially on Sundays and long winter nights for the family of his house, or any other assembly in which he could rouse up to the thoughts of their salvation the persons comprising the same. The spiritual benefits which I trust will accrue to them through the reading of this little book, will much conduce to the salvation of their souls, and redound to the glory of the blessed Trinity, which is the only view I have had in devoting my labour herein to the same purpose.

I remain a sincere well wisher

To every Catholic Christian,

PATRICK DENN.



☞ The contractions you will meet through the entire of this poetry, are occasioned to shorten the sound of such syllables wherein they appear, in order to agree with the regular number of steps or legs which are observed in proper order from the beginning to the end. Also the last words and letters rhyme and chyme, with great propriety, which have seldom been observed by Irish Poets. Therefore a composition of this kind must have been more difficult in its metre than any other which disagrees in steps and rhyme, &c.

# TEAGUSG DON PHEACACH.

A Dhuine bhochd dhall 'ta gan cheill
Aig brise dlīdhe De gach la
A ne taigne air feadh do shaodhil,
Calcū daor an breis mi-ādha?
A dtuigean tu fos mead gach locht
Ta'n gach olc da ndearnais riamh,
Dod tanam fein ta treith lag bocht
No t'reis dul deūg luor do chliabh.
Do chruithe Dia thu nil aon gho,*
Chum aithne do chrr air fein,
Is chum e ghradhūdh feadh do lo,
Go ceart coir ad chroidhe 'sad mhein.
Nach dona'n gnodh dhuit bheith chomh deil,
Gan aon bheann air sheirbhis De,
Ach bheith riamh ad spaidire mhall,
Is Righ'n domh'n fad' tharcuis-ne.
Is se do chruithigh, do neamh-nidhe,
An saodhalso chidh'r gach aon la,
'Sgach creatūir ann, an gach aon sort slidhe,
Is siad go fior rian a lamha.†
Thug se bith‡ dhuitse mar gach eāch,
Is togha slainte riamh ad shaodhal,
Meabhair is cial, go flal so ghradh'ch,
Ce nā dēarnais da riagh'l geill.
Do lo'sd'oidhche do smnain se ort',
Ce gur luaith do, thugais cūl,
'Sdo spreag do chroidhe, nach sgaoil fa thart,
Am na haithridhe uait air siubhal,
Do thug sle slān tu o gach baodhal,
Bhi an bās fein chur ad choir,
'Sdo thug duit cairde fada'd shaodhal,
Chum fobhar naomhtha chur an stor.

* Untruth. † Pronounced like laa. ‡ Life or being.

Is mo fear treun do leag an bās,
O'n ām thārla dhuitse cial,
Ce shaor tusa, ach Righ na ngras,
O bheith air larr measg na ndiabhail ?
Air shon gur dhiūltuis do, gach ām,
'Sgan aon tsūim agad da ghlor,
Nior bhuail se ort aon bhuile trom,
Le searc is greann duit go leor,
'Sle greann duitse is duin go loir,
D'f hulang a Mhac naomhtha pāis
Is mor chuid masla, diol go daor
As ar gclaonta tre na bhas.
Muna mbeith tusa bheith gan truadh,
'Sair bhegan buairt ann do chroidhe,
Thabh'rfa taitniomh do Righ na buadh,
'Sdo bheithfa go buan aig caoidh,
Is mo caoidh geur is dorta deor,
Is peannid mhor ann do chās,
'Nar ghaibh se trid sa naoid gan choir,
Da straca leo go bh-faighach bas
Is mo buile trom d'fhulang se
Air a naomh chorp bhi ro thinn
Is cneadh mharbhthach na phearso gle,*
No gur eug se're na linn.
A dhuine dhona stad go foil,
Is feuch ad mheon† air a chreacht,
Na struthchāin fola trid an bh-feoil,
'Nuas gan teora leis aig teāchd.
Tar eis gach peinn d'ār ghaibh se trid,
Air a ndaoir-chrois duit le grādh,
Ba choir go dtreigfa feasta 'naoid,
'Sgreann do chroidhe thabh'rt do le bādh.
Da mbronnfioch duine bochd don saodhal,
Nidhe beg eigin duit mardhuais,
Le bādh do chroidhe 'sled chomh-rādh bēil
Bheithfa seimh leis as san suas.

* Pure or white. † Contemplate in your mind.

Is mo duais riamh fuair tu o Dhia,
Is taidhlicidhe daora fos,
Is ta tu diūlt do romhad 'sad dhiagh,
Mar 'ta an diabhal d'reiranos.
Da mbeith caraid mhaith is tu fein,
T'reis titim le cheile 'mach
Smuaimhneas na sith * ni bh-fāighfad'd mhein,
Go mbeidh sibh ar-aon aatech.
Thuit tu amoch le Righ na-naomh,
Gach am threig tu dlidhe na ngras,
Ni fheicim cās ort tre na thaobh,
Na riomh dhaor bhreith uair do bhais.
'Bhfuil aon mhaith dham bheith leat a sūil,
Go dtabh'rfa do chul go brath.
Don pheaca marbh'd d'ar ghlac tu dūil,
'Sdo thoillt duit cūis gach mi-adh.
'Bhfuil aon mhaith dham bheith leat a caint,
Chum tu leigheas o'n loighre† bhreun,
Is go ndiultfa choidhche don tsaint
Rin go doimhin air tanam leun.

---

## FREAGRA AN PHEACUIG.

Ni bh faigh'm lochd air do chaint go leir,
Mar'ta do sgeul go ro fhior,
'Taim se eaghlach go bhfuil me daor,
Mar do threig me Dia go sior,
Do Dhia nior dhuiltme riamh le fuaith,
Ce gur cruaidh liom fos a dhlighe,
Ach tuigim fein go bh-fuil se luaith,
Chum maitheas mhor thabh'rt chum brigh,
Le mead an churiam orm sa tfsaodhal,
Is dian eiliomh 'dtaobh an chios,
Caithfiod seal eile thabh'rt gan geill,
Go mbiad aosta lūba sios,

* Peace. † Leprosy (or sin.)

Do bleich mo ghnodh go minic mall,
Da dtabh'rfinn greann 'nios do Dhia.
Is air mo chlann do dheanfinn feall,
Gan mo thiontta seal nios siadh.
Da mbeith cuid diobh a dtios go sāmh,
Is lon laidir 'gam don og,
Do bhronnfinn suas me fein air laimh,
An sin 'sārd uaim osnadh's log.
Do bheich mo phaidrin 'gam am dhoid,*
Is annsa nord rachaidh mē
Do reidhfinn reomham go glan an rod,
Suas go coir go flaithios De.
Ni thuigim fos go mbeith Dia daor
Air m'anam fein dtaobh mo mhoill,
Oir tā'n cios trom sa maighistir geār,
Fos, mo Cheile sinte'g Gill.†
'Smo buairt is pain nar ghaibh me trid,
Ce nā'r shileas, bheith am choir,
Aig iara seasamh 'naghaidh mo naoid,
Bhi air ti ‡ me chreahadh'mstor.

---

## AN TEAGUSG ARIS.

Da gcuirfādh riamh do stor air neamh,
Is siubhal go ceart a ndlidhe De,
Ni bheithfādh 'nois ad thruadh phochd leamh,
'Sgan aon mhaith bheith leat a pliēdh.
Pianta Ithfrinn na pirant a smo,
Sgan aon sūil le crioch go brāth,
Ait a dtuillean do pheacuidhe dūbha.
Bheith ad ūnfairt § ann a ngadh.
Is beag an chial deirim ad cheann,
Ce gur teann ata tucaint,
Oir do threig tu riamh Righ na rann,*

* Hand. † Church, or church-yard. ‡ Design.
§ Wallowing or tumbling.

Tre iomarca greann don tsaint.
Cad e'n tairbhe dhuit maith na maoin,
Na bhfuil d'aoibhneas ann so domhan,
'Stu ad nam-uid mar scraiste † bhion
Maslugh Chriost mar aon led chlann.
Maith nior dhēarnadh tu fos ad shaodhal,
'Stu gan aon ghreann riamh air Dhia,
Da naoid mhaluighthe thugais geill,
'Sro bhaol liom go mbeir nios siadh.
Och! nach dall tu! is nach cām do ahrodhe.
Gan aon chūimhne'r Righ na ngrās,
Tabh'rt droich shampla do chlann do thigh,
Maslūgh Chriost is brigh a phais.
Rin tu saothar dod chorp grana,
Tanam d'fhagbhais go bochd lom,
'Stu gan chiall aig rith go dāna,
O Dhia ghradhmhar riamh gach ām.
Ta eagla'n mhaigh'stir dtaobh an chios,
Cuir sgeimble'd chroidhe, deir tu fein,
Is nil aon eagla ort'ndeire taois,
Bheith fa dhiogh'ltus Chriost a bpeinn.
Do mhaith an tsaodh'l seo rin tu rogha,
'Sdo chul thabh'rt do Mhac na hogh,‡
Is eaglach liom go mbeir gan togha,
La na ndaor bhreith 'stu gan sogh.
Ni liadh peaca air tanam fann,
Na diabhal is deamhan ad nasg § a dtrāth,
Chum baar greama bhreith ort le fonn,
Tu bheith lom faoi ghlas go brāth,
O'd mhaein shaodhalta no for o'd chlann,
Nibh-faigh tu cobhair am do bhais,
Chum tu shaora O shluadhte deamhain,
Bheig le sgamhra braith do chais.
Gach deomhan riamh d'ar thugais geille,

* T † Sluggard. ‡ Virgin.
§ Chaining. (Nasg is a chain.)

Feadh do thearmadh annsa tsaoidhal,
Beid sa nam san 'dteannta cheile,
Deana eiliomh ort gan fuighioll.*
 Bi lān chinnte nach fuil aon bhreag,
'Gam sa sgeal so dhnit o thū is,
Mar a stadfir go raidh'r a ndeug,
Go mbeith tu daor tre gach cuis,
 Gi be siol curthar sios san gcre,
Se'n sort ceadna d'fhāsean ann,
Aon da mhalairt ni thiocfe se,
Is fios do Lnchd ceile'n domhain.
 Se siol do chuir tu ad shaodhal riamh,
Siol fia haile is dosaibh † trid,
Siol do fhās tre gach pairt dod chliabh,
Go farshing fial a measg do naoid.
 Siol an pheaca anais do laudh'm,
Siol an uabhair is an mhor shaint,
Siol na meisge le bruidhean is fuaim,
Is siol feirge le droich chaint.
 Soil barbardhacht is druiseamhlacht,
Go droich-mhuinte gan aon sgāth,
Siol dia-athais is eas-ūmhlacht,
Is siol thuthadh tre neamh-gradh,
 Siol an eachrainn measg na gcomharsan,
Go spideamhuil ‡ dūr lan do ghlor,
Is siol na mionn buaint an fhobh'rsan,
Fairsing tutach, § deana stor.
 Siol don tsort le feallis eithoach,
Damuint dhaor-bhruid luach do phāgh,
Ta se fior gur fios duit feineach,
Tu bheith daor san olc gach la.
 Cionnus thuigir, go rochuir suas,
Go saor baudhach ameasg na naoimh,
Is tu go daor le mead gach guais,‖
Is deamhrn an uaibh'r rir do thaoibh.

* Remember. † Thorns. ‡ Spiteful.
§ Dirty or filthy. ‖ Peril or danger.

Gloire air neamh ni bh-faighir go brāth,
Gan mor chās is doilghios croidhe,
Tanam do ghlana 'nām sa dtrāth,
O gach caim d'fhage gan bhrigh.
'Nuair rin tū'n peaca chaill tu Dia,
Is do chaill tu ghradh gach lo,
Chaill tu Prionnsa mar agus Triath,*
Chaill tu air Neamh sult gach sogh.
Chaill tu fos luach geur phais Iosa,
Is chaill tu an Riogh-dhain† tseimh,
Do chaill tu tre mhead gach baoise,
Caradhs na milte Naomh.
Do thoill tu bheith od losga sior,
San ām threig tu Criost na ngrās,
Thoill tu malachd na bh-fiathios fior,
Thuitim ort re linn do bhais.
Thoill tu bheith measg diabh'l agus deamhuin,
'Sgan aon chabh'r thabh'rt duit go deo,
Oir do dhiultūidh's do Dhia le fonn,
Gan casa'nām air red lo.
Do chāsaigh tu liom bean do thigh
Bheith sinte fa fhod go fann,
Chasaigh tu liom gan morān brigh
Bheith san gcuid 'ta og dod chlann.
Nior chāsaidh tu gur chaill tu Dia,
Na tanam bochd bheith fa smūid
A bpaiosūn dubh gan deoch ga bhiadh,
Air nasg aig an diabhal do namhuid,
Da mbeith tinnios fiabhrais no plaigh
Air aon neach do chach san tir,
Is e cruadh cheangailte na bhraighe,
Ba thruadh leat a chās go fior.
'Ta Plaigh air tanam larr do chleibh,
Agus ārris leun go leor,
A namhuid da straca air gach taobh,
Is tusa fos fein 'na gcomhar.

* King. † Queen.

Ni truadh leat go bochd deir-eoil,*
Gan neart brighe, go ro lag fann,
A'n tanam trēith sin ta gan oel,†
Is malachd De os a cheann.
Da ngoidfuidhe uait aon chuid dod stor,
Is dubhach deoraih bheith fa caoigh,
'Shaoghal liom nā'r shil tu riamh aon deor,
Dtaobh an diabhail bheith goid do chroidhe.
Do ghoid se uait fos grasa De,
Agus gradh gach naomh air neamh,
Ghoid se solus na soillse gle‡
An tan threig tu Dia go leamh.
Ni fheicim ort buairt, cās nā bon,
'Dtaobh an chūrsa lean tu'd shaodhal,
Ni bhraithim go bh-fuil daingean rūn
'Gad umhlugh do Chriosd na geill.
Do fhoighde Dia leat riamh gach la,
Bheith gan chas dr mhaslugh sios,
Gan chion, gan mheas gan searc, gan grādh,
Tre olcus do chāil tre bhaois.
A bh'fuil aon mhaith dham radha leat stad,
Don bpeaca, bhuain diot do chial,
'Sdo cheangail tanam, dubh air fad,
Le cruadh nasg no slabhruidhe'n diabhail.
Dtuigean tu fos liachd olc is pian,
Do tharaing 'na dhiaigh o thuis,
Nil aon ait a mbios smāl da rian
'Nā leanan De riamh mar chūis.
Se dhibir aingil o Neamh shuas,
Sios an fuaithuis ithfrinn daor,
Is ār gceud shinnsir mach air luas,
As gairdin buadhach fa phian geur.
Se tharaing dile air an domhan,
Na borb thaoide robharta threun,
Se loisg da Cathir§ ladir theann
Sa riabh annta na smāl bhreun.

* Affliction. † Knowledge. ‡ Pure. § Sodom and Gommorrah.

Se tharaing san tsaodhal gach mi-āhg,
Cogaidhe is ārr, buairt is gleodh,
Do lionan ithfrionn gach aon la,
Le peacaig do gcradh 'sda ndoigh.
Se fāth no cuise bh-fuair Chriosd bās,
Fa mhasla 'nairde air chrann,
Is iomad pianta air tre no phais
O bhonn a thracht* suas go ceann.
Cuir le na cheile gach drioch nidhe,
Da raibh sa tsaoidhal riamh gach ām,
Da bh-fuil anois, no da mbeidh choidhe,
Sin iad siol on pheaca chām.
'Bh-fuil aon eagla ort fos na thaobh,
No an mein leat casa'r Dhia,
Innis dam taigne 'nois go seimh,
Is ni bheith me leat ple nios siaidh.

---

## FREAGRA AN PHEACUIG.

Och! och! monuar! is truadh mo chos!
Aig imeacht air fān o Dhia,
Gan eagla'n pheaca riamh na'n bhais
Ach le Neamh gach la a ngliadh.†
Gliadh agus gleodh do lean me'm shaodhal,
Is me raoba dlighe na ngras,
Sa tabh'rt gach masla riamh lem bheul,
D'Iosa naomhtha is da phais.
Ni bh-fuair me suaimhneas riamhan chroidhe
O dhroch smuainte bheith am chradh,
Is peacuidhe troma 'gam gan sgith,‡
Da ndena aris gach la.
Do stor an tsaodhail seo thug me greann,
Is b'amplach me teachd na shlidhe,
Aig iara sult is sogh dam chiann,
Thug clāmpar air fuaid mo thighe.

* Foot. † War. ‡ Rest or intermission.

Dob e m'aigne 'nuair bheinn gan bhrigh,
No lag criona, caite treith,
Aithridhe dheana le doilghois croidhe,
Le peacuidhe mo shaoidhil do sgēith,*
Ach 'nois ba mhein liom stad a drāth,
Da bh-faighinn grasa fos o Dhia,
Oir ta ma chroidhe air fad da chrāth,
Le grain air an saodhal nios siadh.
Do shil me riamh go raibh agam ciall,
Is gur thoill me meas gach la,
Is me san am san 'nglasa'n diabhail,
Gan taithneamh do Dhia na gradh.
'Nois do chim go rabh-as mar dhall,
Gan tuisge, gon mheabh'r gan chēill,
Brise mo chroidhc na deana feall,
Air m'anam gach am dem' shaodhal.
Se mo shaodhal sa an saodhal gan rath,
Ce nā'r shil me fein sid riamh,
Sa nois do chim gach nidhe gan mhaith,
D'ar thug me searc, larr mo chliamh.
Da m'eoil dam casa air Mhac De,
Is umhlūgha lem' shaodhal aa riāghail;
To snūgha 'nois ba mhaith liom e,
Is diūltugha go brāth don diabhal,
Teagusg air mo leas se ta uaim,
Is eolus air luas air Dhia,
Go mbeinn go cneasta caoin gan ghruaim,
Da mholo go buadhach nios siadh.
Mēad an ualach ta air mo chroidhe,
Le peacuidhe mo shaodhail go leir:
Ni bh-faghaidh me suaimhneas, sith† nā sgith,
Mar dtugair se Chriosd me saor.
Aithris damhsa go caoin add rann,‡
Cionus thabh'rfiod sasamh coir,
Do Chriosd ghradhach le bāidhe agus greann,
Oir threigeas gach am mo stor,§

* Cast up. † Peace. ‡ Verse. § Christ the treasure here.

## AN ROINN DEANACH DON TEAGUSG·

TUIGIM fein cionnus 'ta do chroicdhe,
Mor lionta le buairt is bron,
Is da chrāidh nois le neart cathuidhe,
Mar do chi an diabhail do mheon.
Se meon thuigim ta 'gad go fior,
Sasamh thabh'rt do CHRISOD go deo,
Le aithridhe cheart bheith buan go sior,
Is diūltugh dod naoid gach lo,
Is gnath leis on diabhal le linn chāch,
Bheith tabh'rt cūl go brath do fein,
A lionta sgaipe go neamh-spleadhach,
Chum e leaga'ir larr a bpein.
Na tabh'r da chaithidhe choidche cluas,
Ach ta-bhairair luas doibh grain,
Toig do chroidhe chum an Dia 'ta shuas,
Is broun do e buan iomlān.
Se mo chomharle fein duit a nām,
Gan bheith leasg * na mall sa ngniomh,
Le eagla roimh un diabhal sa ghlam;†
Tu mhealla o ghreann na naoimh,
Chum tuis do chuir air obair De,
Sleacht ‡ tu fein go talamh sios,
Iar cabhair na ngrās tre sholus gle,
Go bh-feicfa go leir do bhaois. §
Tar eis cobhair De do iara'gceart,
Tre mhor luachd CHRIOSD annsa bpais,
Feuch siar ad dhiaigh air gach droichbheart,
Do rin tu ad shaodhal gan chās.
Smuain ortha go leir, ann gach slidhè.
Da ndeārnuidhis an gniomh gan sgēth,
Led' bhriathra bēil, le toil do chroidhe,
Is le failidhe riamh gach trath.
Smuain go minic, agus feuch siar,
Tred' bheatha riamh am gach cām,

* Slothful † Noise, ‡ Prostrate, § Folly

'Na rin tu'n peaca graineamhail ciar *
'Stu sgartha le Dia gach am.
Sgrudaigh do choinsias go fior choir,
Agus lean gach rod dā'r ghabhius,
Aig lorg gach nidhe dod ghnimh ba mhor,
Daor chionntach ad shaodhal 'na rabhuis.
Is fiosach dam fien tu bheith dall,
Chum do chionnta lorg go ceart,
Is nach tiocfadh thar taoide ‡ nall
Le uireasba cobhair is neart.
Do reir an tuigsi is fos an chiall,
Do bhronn Dia orm fein a dtrath,
Teasbēan-fiod duitse lionta an diabhail,
'Nuair bhris tu raighail Chriosd gach la.
Tar eis mo chomh-radh bheith 'ge ceann,
Le gach rann da ndearnad fos,
Gheobha tu fios air gach olc ann,
Is dein e thombas led' chogus.
'Nuair bheith do pheacuidhe ad mheabhair,
Js tu air fhonn sgara leo,
Iar air Dhia go dian gach cobhair,
Chum fuath doibh do thabh'rt go deo.
Le linn do chroidhe bheith lan do ghrain,
Is mor chuid eas ort 'na dtaobh,
Imigh leat romh'd le bron iomlān,
Faoi choimirce ghradh na naomh.
Se ait a ndeirim leatsa trial,
Air Eaglaiseach dhiadhe chaoin,
Chum foisidin beatha le cial,
Do dheana leis siār go min.
An chuid na fiadfir uair no dho,
Chur go coir don sagart sios,
Cas aris agus dein do ghnodh,
Aig aithris gach cursa'd bhaois.
Nach ceil anon lochd air son an tsaodhil,
No beith malachd De ad choir

* Black † The tide of his iniquities

Sa Diabhal ad straca t'reis gach sgeil,
Mar a ndeana Criosd ort foir.
Sgēith amach as do chroidhe le fuaith,
An tolc mor is beag gan sgāth,
Go mbeith tu glan faoi neart is bhuadh,
San Righ ta shuas leatsa 'ngradh.
'Nuair bheith tu faghail nah-asboloid
Lar troc're air Righ na ngras.
'Stn sgara 'mach as lion do namhuid,*
Tre gach peanos fuair san phais.
T'reis do pheacuidhe sgēith as do chroidhe,
Eirghe leataoibh go caoin umhal,
Aig breith buidh' chus le Mac De bhi,
Do shaor tu od thlidhe peacamhuil,
As san go ragha tu go bord De,
'Glaca 'naomh chorp ann do chroidhe,
Smuain go minic a gcūrsa'n lae,
Gur b'e fein bheith roinnt an bhigh.
Tar eis gach nidhe bheith deunta 'gceart,
Is moran rath ort a nuas,
Tabh-air aire mhaitd gach drioch bheart,
Do leir-sheachnadh as san suas.
Dtaobh faid na hraimsir bhis gan chiall,
Fa fhiacha 'ge Mac 'na h-Ogh,‡
Tiucfidh aris go sleamhain an diabhal,
Cur caith gheur ort gach aon lo.
Nā eist seleis go brath led shaodha
Is nā tabhair geill do aon am,
Is saorfidh Criosd tu o g ach bghal,
Ma dhuiltuidh'r da bhreug-shlidhe chām.
Dein gach dualgas da gcurfur ort,
Do chomh-lio-na go ro luath,
Na leig go mall an tam ceart thart,
Na gheobha ceann na ndeamhuin ort buadh.
As san amach go crioch do shaodhail,
Mo chomharle dhuit fein a dtrath,

* Pronounce like nuid above ‡ Virgin,

Corp naomhtha IosA gan leathsgeul,
Do ghlaca gach mi le gradh.
Is gach feāsta mor trid a mbliadhain,
Glac do Dhia mas feid ir leat,
Se chneasoigh tanam o gach leun,
'Sdo chuirfidh ann moran neart.
Gon sior thathuidhe le moran dūil
Sa lon so ghlaca mar bhiadh,
Casa tu thar nais air do chūl,
Ad leaga 'gad nūimhid nios siadh.
Da mhead neart a gcorp aon neach beo,
'Sgairid fos go mbeith se fann,
Ma ni dearmad sa mbiadh gach lo,
Ni fada bheidh mor neart ann.
Is mar seo deirim bhiadh do chās,
Is tu tlāth aig dul air gaul,
Tuitim a laige sa faghail bhais,
Mar nithidh tu'n t'rān* le duil.
Do be an t'ran so neartuig naoimh,
Chum gabhail tre chathaidhe'n tsaodhail,
Is do chomhnaidh ler ann gach gniomh,
Aig umh-lūgh do Chaiod sa geill.
Do be an t'ran so choimead gach oigh,†
O phosa ie h-aon neach riamh,
'Sdo chuir marc naomhtha air a-gclodh
Agus glaineachd ghle'na gcliabh.
Do be an t'rān so do lion gach cill‡
Roi-mhe so le h-iomad naoimh,
'Sle na ghnath ghlaca dhoibh do thoill
Mor shaidh-bhrios air neamh go seimh.
Glac sa an t'ren, so le mor ghradh,
Gach am is āil led' shagart,
Neart agus brigh gheodh'r ann gach trath,
Chum do naoid dhana threasguirt.
Ni gabhadh dhuit cul tha-bhairt don saodhal,
Na dod churam fein nios siadh,

* Spiritual Bread † Virgin ‡ Church or Monastery.

Ach tabh'r cul don bpeaca, sē's boaghal
Is fuath go h-eug do ad chroidhe.
Tabh'r aire dod ghnodh mar gach ām,
Ach nā bi sanntach mar bhis,
Seachuin gach slidhe neamh-dhircach eham,
'Sgach naom don dream so air baois.
Seachuin gach scraiste* sleamhuin gan chiall,
Ta droch-shamplach riamh 'na geāil,
Is luchd easguine ta'gan diabhal,
Ceanguilte go dian air sbāil.
Seachuin luchd na barbarhachd bhreun,
Dream dubh daor shalach 'na nglor,
Bion soighead nimh 'na dteanga chum leun,
Do dheana 'ir gach naon 'na gcomhar.
Seachuin tigh osda ach le gādha,
No's baogh'lach tu bheith gan mheabhair,
Is luchd meisge ad shaod hal go brath,
No ni bh-faighir o'n ard Mhac cobhair.
Deirim leat aris luchd na mionn,
Do sheacuin gach am lo grain,
Oir is cosmhuil iad leis na deam huin.
Ta fe malachd throm is chāin.‡
Seachuin gath naon bhion gearradh clū
Na gcomh'r-sain 'ta air gach taobh,
Seachuin gach Cloidhre's fealla chu,
'Na mbion daith an fhe ill 'na sgeimh.
Sgar led dhroch-ch leach-tuidhe ann gach slidhe
Sgar le droch-dhaoine go bās,
Sgar le fearg is le nimh do chroidhe,
Is sgar le gach brois gan spas.
Bi feasta suas go muinte min.
umhal-chroideach le gradh do Dhia,
Tabh'r aire fos bheith cneasta caoin,
Mar na Naoimh led shaodhal nios siadh.
Bi carthanach le Bochdaibh De,
Is bi seibh le clann do thighe,

* Sluggard ‡ Fine or Punishment

Bi aifrionnach mās feidir e,
Agus urnuide-thach gan sgith.
Bi buan tseasamhach gach aon am,
Is ni baoghal duit am an bhais,
Saor o'n diabhal is gach cliar dhubh cham,
Thabh'rfidh Criosd tu tre na Phais.
Mar gheallas duit a larr mo sgēil,
Brighe is eifeachd chuir ad ghnodh,
Le gach aithnidh go fior le ceill,
Chur lem' chaol pheann duit a gclodh.
Ach cuirfiod ort gach ceisd me fein,
D'reir mar leagh'm ann leabh'rtha breādha,
Tabh'r fa ndeara gach olc is leun,
Sin mo sgeul so gad le gradh.

---

## CHUM AN PHEACAIG.

Do gheall me dhuit roimho so, go bh-foiliseodhuinn go sole ir Atheanta De, dhuit, do reir mar do chim iad a mbearla ann leabhruidh somholta do sgribh Ughdair ardeolach. Anois is mein liomh mo gheallamh de chomhliona agus tabhairse aire cheart air do choinsias, do thabhairt chum cuntais le linn gach aithne diobh do chlos agamsa da mhiniugh agus da chuir mar cheisd ortsa.

---

## AN CHEAD AITHNE.

MISE do Thighurna Dia, do thug tu as talamh Egipt agus amach as teagh na daorbhruide.—Nach biqch aon Dia agad ach me, &c. &c. Deut v. 7.

Annsna focuil sin, ata da nidhe ro eifeachtach le thabhairt fa ndeara agad a dtaobh na h-oib ligaid do

chuirean Dia ort chum fad do chomhliona.—Orduighean duit air dtuis, an Dia fiorineach d'adhra agus d'onora; agus annsa dara h-āit, coisgean ort. adhra nā onoir do thabhairt d'aon Dia eile,—Deirim leat anois, nach feidir Dia d'adhra agus d'onora mar is coir, ach le creideamh beo ladir, le dochus dingmhālta agus le carthanabhd dhiogrusach fhioriomlān.—Ata tre shlidhe chum peacugha anāigh credimh; siad san, gan dichioll do dheana air eolus d'fhaghail air gach nidhe do mhuin Dia dūin; gan creideamh ann gach nidhe do mhein Dir duin; agus gan gnāth admhail do dheana ann gach nidhe do chreidamid do mhuin Dia duin.

Anois cuirim mar cheisd ort, a rin tusa dichiollair eolus d'fhaghail air oithnidh bheith air aon Dia amhain o dtri bpearsa, air mhfsteiridhe rundiambarach an chrcidimh fhiorineach, air Chrenan Apsdail, agus geille do shubstaint gach alt no pairt innte? A rin tu neamh-shūim air eolus d'fhaghail air bhrigh ogus thairbhe an Aifrinn do bheo agus do mharbh, agrs an oibllgaid do bhia, agus ata ort e eisdeacht go diadha duthrachdach gach Domhnach agus La saoiae fogurtha? A bh-fuil tu no a rabhuis ad shaodhol neamh-eolach go bh-fuil purgodoir annsa saodhal eilc, agus go bh-faigh na h-anamnar cha ata ann furtachd agus suaimhneas ona bpianta tre thora on Aifrinn, agus tre urnuighthe agus deagboibreacha na bh-fiorein air neamh agus air talamh?

Cuirim aris mar Cheist ort, a raibh aon amhras agad nach raibh gach nidhe do mhuin Dia agus d'thoillse an Eaglais duin fiorineach neamh-aisdrithach? No a rin tu aon phairt dod Chrediomh do sheana tre naire na eagla, no mar shasamhdo aon

neach eile? A rin tu eisdeachd go toillthionach le teagusg no comhairle spioraidalta o Eiricioch; no rin tu aon da leabhartha do leaghadh no do thabhairt do aon neach eile re leaghadh? &c. &c.

A dtaobh an do chuis dingmhalta: ata da shlidhe chum peacugha anāigh; siad san, le eadochus agus le andochus. Fiafruighim diot, ar thuit tusa ann cadochus riamh a dtaobh mead agus iomad do pheacuidhe? Ar lean tu dod mhalathachd no arleig tu'srion led ainmhianta tre eadochus nach tabu harfioch Eia pardun agus moitheamhnus duitannta, Faifruidhim diot a dtaobh an andochuis; ar lean to do ghath dheana na bpeacnidhe, sa nam gceadnā tu lan do mhor dhochus a dtrocuire De go maithfiodh se dhuit iad gi be am is ail leat iomp ogh air le aithridhe? A roibh nios mo muinin agad ann do dhichiolfein agus ann do ghniomhartha, ionā, gcomhna agus a dtrocuir De? Ar stad tu d'urnuighthe no aon deighniomhartha eile d'o iodhbirt suas chum De a dtoabhnach fuair tu gan mhoill tora air d'athchugine?

Air feadh an meid sin foillsuigha do rin me air Chreideamh agus air Dhochus, nior thraed me go dti an am so air Charthanachd.

Fiafruidhim diot, a raibh agus a bh-fuil gradh agad do Dhia os ceann an uile nidhe an slidhe nach cuirfioch aon duais iona caradas saodhalta fa deara ort masla thabhairt do? Ma 'ta tu cionntach annso do pheacuidhis go mor a naigh na Carthanachd no gradh De.

Ata tu cionntach fos, ma ba rogha leat masla thabuairt do Dhia go toilthionach sul do chuir fa mi-shasamh air dhaoine āirighthe no a muintearas do chaileamhuin.

A rin tu failidhe tre nite no tre aon chuis eile saodhalta don oibligaid spioradalta bhi ort?

A raibh nalre ort aon am trăch air Dhia an uair bhi riachdaneas leis; a rin tu dearmad buidheachus do thabhairt do a dtaobh a thiodhlacthe?

A rin tu neamh-shuin dod urnuighthe maidion iona oidhche, no iod do rādh go fuair failihthach lan do smuainte saodhalta?

A rin tu stad o aon obair naomhtha tre lesige no neamh-chaonduthrachd?*

A bh-fuair tu lochd air thoil De, no air chuir tu aon mhi-āgh nāch droch-chineamhuin† ann a leith?

Ar thug su athais griomhaideach nach publidhe do Dhia no da naoimh?

Ar thug tu droch chāil le ulchaint air an eaglais no air dhaoine riaghalta, no aon neach du chosg o sheirbhis De le droch chomhairle no aon tslidhe eile?

Ar ghlac tu taithneamh do bheith aig muineadh air do pheacuidhe graineamhuil? &c., &c.

Do chur me gach ceisd ort go dti so do thuigim bheith riachdanach; ach nior fhiafradh me diot, ca mheud uair iona ca faid aimsire do bhi tu cionntach ann gach aon sort peaca diobh; sona fos ca mheud daoine do bhi lathair le linn aon scanbail do thabhairt uait: anois bioch a fhois agad, go gcaithfidh tu au contas so thabhair ann gach aithne trethe go leir amach, agus substassut na cnise do innisin don oide foisdin.

Nach bioch aon Dia agad ach me, &c.

A dtaobh an rinn so don aithne, is mein liom anois tu thabhairt chum cūnt ass ann.—Fiafruidhim diot, ar thug tu suas don daibhal tu fein no aon chonnranh‡ do dheana leis chum fios d'fhaghail uaidh nach faghfedh o Dhia, do chum go mbeithfedh rathamhuil chum saidhbhrios saodholta dhena

* Indevotion. † Destiny. ‡ Covenant or bargain.

A ndeachadh tu ad shaodhal go dti fear iona bean do ghnidh easar-lüigh-eachd,* no ar comhairle tu aon neach eile chum dul ann aig iara feasa a dtaobh aon nidhe do chaill tu no do goldeach uait fein no aon eile, no fos chum aon nidhe priomhaideach d'fhoill duit no do.

A ndeachadh tu go dti aon Deamnnoir no Geasadoir† aig iara deoch leighis, comhairle iona fios, ne e mhola le aon neach eile dul ann?

Ar gheill tu riamh ad shaodhal go raibh se agh-mharach no mi-agh-mharach teagmhail le aon neach thar a cheile aon am don la, no fos teagmhail le aon chreatuir do cruithhigh Dia?

Ar ghoill tu go raibh se agh-mharach no miagh-mharach thar a cheile tosnügha le aon sort chair aon la don mbliadhaid no don tseachdmhuin bhreis air a cheile, no dul as baile, no margadh do dheana no aon nidhe eile da samhuii, &c.?

Ar gheill tu, no a rin tu, no ar chomhairle tu aon neach chum a dheanta, usaid do aon neithe ionā comharthaidha piseogach chum aon sort feasa d'fhaghail?

A rin tu usaid do dhiabh-loireachd ohum tu fein do loigheas o thinneas no ghalar, no chum aon eile; 'nā fos beathaigheach do leigheas: no ar chomhairle tu aon neach eile chum a dheunta?

Ar gheill tu d'aisling ionā bo thaibhreadh, go dtincfadis chum criche iona aon bhrigh bheith annta?

Ar gheill tu do sheann-radh-teachus gan eifeachd nadh mhna no fhearulbh ata eolach air mhoran do phiseoga no gsasroga‡ na bPaganaigh?

Ca mhead uair, ica faid, agus ca mhead duine bhi laithir agus na diobhāla thaine De, &c.

* Magic. * Wizard or Witch. ‡ Superstition.

## LEIRSMUAINNADH.

SMUAIN anois go tromdha† creb e mead na h-oibligaid do chuirean an aithne so ortsa agus air gach naon eile; gut abe Dia fein Cruithuightheor agus ard Riaghluightheor an domhain is Ughdar leis, an tan do thug se na deith natheanta do Mhaois chum iad do chraobhsgaoile do na Iudaigheadh do shaor se o sglabhacet dhaorbhruide na h-Egipt. Da mhead oibligaid do bhi air na Iudaigheadh chum adhra agus onoir do thabhairt do Dhia uile chomhachtach a dtaobh iad d'thuasgladh o gach cruadhchuing do bhi ortha, is mo ionā sān go mor an oibligaid ata oruinne na Croistuighthe, a dtaobh sinn d'fhuasgladh o dhaor sclabhacht chruadh an Diabhail, an pheaca agus ithfrinn; agus san le fuil mhor-luach a aon Mhic fein.

Do innis me cheana duit, nach feidir adhra ionā onoir do thabhairt mar is coir do Dhia mhor chomhachtach, ach le Creideamh, Dochus agus Carthanacht; cionnus is feidir leatsa a rādha gur thug tu adhra, onoir, iona, gradh dho, is tu a gcūrsa do bheatha aig tabhairt gach scandaildod chreideamh le gach aon sort malathachd: cionnus do b'fheidir leat a radh go raibh gradh agad do agus go bh-fuil fos, is gan tu seasamhach an aon phuinnte ambain da dhlighe da chomhliona: oir a deir se fein, Gidh be nach gradhuighean misi choimhudan se mo bhriathra, &c. John xiv, 24. Is chuige chuir Dia air on saodhal tu, chum aithnidhdo chuir air agus chum gradh agus onoir do thabhairt lo: ach is ro bhaogh, lace liom gur ro bheag an suim tu chuir tu riamh ann; ba mneasa leat an saodhal mealltach diombuan so chum a sheirbhis do dheana iona Dia na gloire shioruidhe:

† Seriously

anois glac doilghios croidhe a dtaobh gach peaca da rin tu a nagha gradh De go dti an am so.

Smuain annso go ndeir an aithne fos linn, 'nach bioch aon Dia agad me,' &c. Oir do bhi moran do short Deithibh fallsa deunta aig na Paganaigh chum onoir do thabhairt doibh go minic; ach anois buidheachus mor le Dia, nil a leitheididhe do Dhethibh le faghail a measg croistuighthe; ach mar a bh-fuil, faraor! ata Dethe da malairt, siad san poimp an diabhail, gradh an tsaodhail agus ainmhianta eagsamhlach* na colna.—Nach do an Dethibh so do thug tusa riamh onoir? Nach mo an stuidēar do dheanta air ghradam agus ard-cheim saodhalta d'fhaghail tre mhor phoimp an diabhail iona dheunta chum glorie do thabhairt, don Dia sin do chruithuigh tu do neamh-nidhe, agus do chuir a Mhac ro ghradhach fein air an saodhal so chum go dteasbeanfioch se mead a ghradh dhuit, le e fhaghail bhais air an gcrois air do shon?

Innisim duit fos gach Paisiun agus drochchleachta d'ar thug tu geill doibh gach am dod shaodhal, gur threig tu an Dia bèo ata ar neamh, agus gur ghabhuis le ughdar na bpaisiun san, se sin, an Diabhal. Anois bioch doilghios fiorineach ort; iar trocuire, agus pardun, le dochus ladir air Righ na trocuire, tre thora Pais agus Bas Iosa Chriosd.

* Various.

## AN DARA AITHNE.

"NACH tabhair ainim De gan adhbhar, oir ni bhreithnūghadh Dia an ti sin neamhchionn-tach do thugan ainim gan adhbhar."—Exod. xx. 7.

Orduighean an aithne seo duin onoir do thabhairt do ainim De; agus toirmisogan orinn, gan ainim do thabhairt gan adhbhar. Agus fos cuirean se fein a dtuigsin duin le beāl an Fhaigh Malachy an onoir agus an mhor ghradh ba cheart duin do thabhairt do fein mar deir na briatharso, "Tugan an mac onoir da athair, agus an seirbhiseach da mhaighistir: mā's misi air an adhbharsan bhur nathair, ca bh-fuil m'o noir?"—Mal. i. vi.

Anois fiafruidhim diot ar thug tu masla iona easonoir do ainim De air feadh do shaodhail le linn do phaisiuin, do mhi-fhoide, no do chomhradh diomhaoin shaodhalta? Ca mhead uair, cad dubhairt tu, agus ca mhead duine bhi aig eisdeachd leat?

Ar thug tu masla iona easonoir do naoimh De no do aon nidhe beannuighthe cionnus, agus ca mhead uair mar dubhairt me cheana?

Ar thug tu Dia mar urradh do aon neach, agus tar eis gan do gheallamhuin do chomhliona leis?

A rin tu aon duaigas do chair ort fein, agus geallamhuin do Dhia go gcomh lion fādhe, agus tar eis sin brise trid? No fos ar gheall tu aon nidh do bhronadh air Dhia ionā aon nacmh is gan e chombhliona?

Ar bhris tu tre aon mhoid ionā leabhar dlisteanarch do bhi ort, no ar chomhairle tu do aon neach eile brise tre na leitheid?

Ar dhearbhugh tu brigh leabhair ionā moide neamh dhlistéanach tre phaisium, no tre aon reasun eile, agus gan brise trid mar ba cheart do dheana?

Ar chomhairle tu aon neach eile chum a leitheid do dheana?

Ar thug tu moide an aon sort slidhe, da dhearbhūgha go raibh tu aig innisin na firinne, is gan agad ach amhras air, no e chlos o dhuine eigin eile? Ar bhribeadh* tu aon neach chum moide thabhairt go neamh fhirineach ad chuis fein, no a gcūis duine eile?

Ar thug tu aon mhoide gan riachdanus cuirim a gcas annsa bh-firine fein, no a rin tu aon diabhail do aon neach eile trid?

Ar dhearbhugh tu aon phearsa don Trinoid ro naomhtha, an Mhaighdion Mhuire, na flaithios, an chrois cheusda, brigh an Aifrinn iona na hultora, iona brigh comhachta De, agus an mhead uair, &c.

Ar dhearbhugh tu brigh na talmhan, brigh maide iona cloch, iona aon nidhe air neamh iona air talamh no ar chomharle tu aon neach chum a leitheid do dhearbhugha, no fos, a raibh tu lathair aon duine eile do dhearbhugh aon sort miona aco, is gan tu da chosg ionā da chomharliūgh, ach eisdeachd go h-athasach leis?

Ar bhronn tu don diabhal 'tanam iona do chorp, iona anam iona corp aon neach eile, no fos aon sort beathaigheach iona creatuir san tsaodhal?

Ar ghlaodhadh tu air an diabhal le linn do phaisun no do mhi-fhoide chum tu fein iona creatuir air bith dob bhreith leis; is cad e fein, is cad e an chūis?

A riabh se mar dhroch-chleachta agad, do bheith aig easguine air dhuine iona air bheathaigheach; cad ean sort, &c.?

A riabh na focuil soc, no a leitheid agad mar chleachta, viz.: Go leaga Dia thu, go marbhadh an bās tu, na'r fhagbhuim an āit seo, agus gach sort eile nach fuil me d'ainmniughadh annso, oir do bheithdis ro fhada le aithris?

Ar eisd ta le na leitheid go toilthionach, is gan cos do chuir leoma b'fheidir e le deaghchomhairle

* To Bribe.

go speisialta ann do theag fein, no aon ait eile ann a m'fheidir e go h-oireamhnach ?

Anois deirim leat, mo thug tu comhna, foil, eisdeacht, mola, cead iona comhairle do aon daine aig tabhairt miona mora ionā beag, ionā aon sort easguine, no bh-fuil tu prirteach le gach naon diobh annsna peacuidhe ceodna ; agus ata an nidhe ceadna agad le tabhairt fa ndeara tre na h-aitheanta go leir.

LEIRSMUAINEADH,

A bhreis air gach peaca da bh-fuil mar dhroichchleachta a measg criostuighthe, nil aon pheaca chomh farsing, ionā chomh publidhe 'na measg le peaca na miona mora : Ata na daoine oga agus na daoine aosda na thaithidhe chomh mor san, gur dhoigh le aon duine cialmhar do bheich aig eisdeacht leo, nār fhoghluimuighdor riamh a mhalairt dochaint: do bhrigh go bh-feicthar go lacthamhuil na leanuidhe oga ona gcliabhan da fhoglium : ach a dtaobh na ndaoine do thaine chum bliadheanta na tuigsiona, cad is feidir a chlos ona nurmhor ach moide mora, malachdoireachd agus easguine : ni feidir leo margadh dheana, sgeal do innisin, sul iona greann do thaasbeanadh gan Dia agus Muire bheithaco da spalpa, diabhal agus deamhan, agus moran eile nā fuil me luadh, a dtosach sa ndeira sgeil ? Nil aon iongontus go dtuitfioch malachd trom sa tsaodhalso fein oir luchd na miona mora : is firinne e seo do dheanan comhfhreagara le briathra De annsa Sgribtūir ait a ndeir se," ' An ti bhion aig dearbhūghadh go minic, beith anam lan do mhalathachd, agus ni sgartha plaigh no trom sgiuirse o na theaghlach,' &c. —Eccles. xxiii, 9, 16.

Och ! nach iongantach an fhoide ata aige Dia, do bhion aig eisdeachd le aon chloidhre diabhluidhe aig tabhairt masla agus droich-usaid da ainim ro r

omhtha gach am sa lō, no thugon e fein no aon chreatuir eile suas don diabhal. A bh-fuil aon iongontas go dtuitfioch malachd trom De air an ti sin a deir nā'r fheichidh me Dia, no dar Dia, dar Criost, na no dar Muire, agus tanam aig an diabhail, agus gach malathachd eile da sort—Cuimhne si ort fein anois a dhuine dhona, cred e liachd stor don tsortso do chuir tusa air feadh do shaodhail a gcomhad duit fein chum breis mead do chuir, air lionmhareachd chupān dioghaltius an Tighearna led taghaidh.

Och! nach dona an sgeul, go mbithefādh so iona aon Chriostuidhe eile, chom dall, chomh diabhluidhe sin is a leithid do mhasla do thabhairt d'ainim ro mhordha De. Nil morān iongantais ann cad do dheanfidh Paganaigh agus Eiriciochuibh ach a bhfuil aon iongantas is mo iona Criostuidhe dheana usaid don tean ga san aig maslūghadh ainim De, do ghlacan leis an teanga cheadna róimhe sin agus na dhiagh, Corp uaomtha Chroist asteach na gcorp salach peacamhuil grana. Ni fulair no is daingean an greim ata aig an diabhail air anam gach naon do spalpan gan sgrubul ainim De no Chriost. Cad e an tairblie dhoibh urnuighthe iona aon deigh ghniomh eile, an fhaid do bheith siad mar seo maslughadh De. Och Ithfrionn! Ithfrionn! Da mhead uathbhās agus sgemhle ata ann do phianta, ni bheithfadh chomh critheaglach is ata tu, da mbeith, luchd do chomhnuighthe aig mola ainim De: ach, faraor! a bh-fochuir a bpianta eagsamhlach, ni bhion sosa aco ach aig sior mhaslughadh ainim De aig malachdoireacht air na flaithios agus air a cheile. Cad deir tusa agus gach naon eile bhion aig maslughadh ainim De leis an ait dhona ūd? Ni she glor an drong beannuighthe ata aguibh bheith aig moladh De: ach glor luchd na malachd an ithfrionn, ait a dtuillean sibh do bheith go siorruidhe. Nach lean si a sampla

bud nios siadh; nach dein air son an domhain go leir ainim De no mhaslugha go brath aris; dein aithris air Naomh Polycary, do reir mar deis Eusibus linn ann Stair* na h-Eaglaise, L. iv. c. an tan do geallag do e shaora on mbreitheamhnas daor chruadhālach bais tugadh air, ma thabharfioch se a mhalachd do Dhia. Do thug se freagra air an tioranach aig rādh, "do shei-bhail me Criost se bliadhana agus cheithre fithchiod, ni bh-fuaras uaidh ach beanachduidhe, cred fāth na dtabharfinn mo mhalachd do? Ni rin se riamh aon diobhail dam, ach air an geontrārdha,† do bhronn se moran tiodhlaicidhe dam: da bhrigh sin, cionnus do b'fheidir liom do bheith chomh diabhlasāch san, is mo malachd do thabhairt do?" An reasūn ceadna do bhi aig na naomh so a radh, nā rin Dia aon doibhal riamh do, air an adhbhar sar, cionnus do thabharfioch se a mhalachd do ata se agadso, da bhrigh sin tabhair an uile mhola, onoir agus gloire do go crioch do shaodhail, agus anois iar trocuire tre thora pais agus bās Chriost.

## AN TRIMHUGH AITHNE.

"Cuimhne ant Saoire do choimead go naomhtha. Se la ata agad chum oibre agus chum saothair; ach an seachtmhadh la, se la saoire do Thighearna Dia e, san la san is eigin doit stad o obair, &c." Exod. xx. viii.

Se ordughhadh an aithne seo dhuit an domhnach do naomhūghadh le h-urnuigthe agūs dea ghniomthortha eile; agus coisgean si ort, aon obair shaobhrach iona chorpardna dheanadh.

* History. † Contrary.

Fiafruidhim diot a dtaobh na h-aithne seo, a rin tu failidhe san aifrionn d'eisdeachd go diadha gach domhnach agus la eile saoire ceanguilte tre oibligaid ort ?

No ar eisd tu e go fuar failidhtheach lān do smuainte saodhalta ? No a rin tu neamh-shuim do chur diachuir air do chlann agus air do sheirbhisig e eisdeachd ? agus ca mhead uair ?

Ar chaith tu na laethibh seo aig olochān a dtighthibh osda no aon ait do sort ? (is ma bhi tu air meisge, is mo iona san an peaca) Tabhair fa ndeara, go gcaithfidh tu cunntas do thabhairt don oide foisidin ann gach sgandail agus drochshampla do thug tu uait gach Domhnach agus lo saoire, agus ca mhead uair &c. ?

Ar chaith tu na laethibh saoire seo a ndiomhaointas spioraldata, no aige sugarthaidhe peacamhla, no a ndroch chuideachta, no ann aon ait a mbiadh masla de thabhairt do Dhia ?

Ar chaith tu iad aige tigethe damhsa no rainnce agus fos a rin tu aon phecuidhe eile sa nam gceadna ?

Ar thug tu cead dod chlann iona dod sheirbhisig dul go dti ait da sort ?

A rin tu aon obair shacthrach iona chorpardha na alethibh seo ? no ar thug tu ordugh dod chlann iona dod sheirbhisig a leitheid do dheana ? A rin tu marga aig ceanach iona diol ach le fior ghadha no riachdanus na laethibh seo ? (is gan a dheana an uair sin fein ach begān.)

Ar chaith tu le neamh-shuim an chuid is mo don la saoire siubhal sius agus suas a gcuideachta droch-shamplach? No a rin tu neamh-shuim do chlann no do sheirbhisig do thabhairt cum cunntais a dtaobh a bheith aig leanmhuin an tslid he cheadna? A rin tu fein iona iad, led thoil fanmhuin o easbuirt no urnuighthe an trathnona? No a rin tu fein iona iad, trid chionnta sa neamhshuim an breis urnuighthe agus dea ghniomhartha eile do thaithidhe gach domh nach agus la saoire eile, agus ca mhead uair?

## LEIRSMUAINEHDH.

Do chuir me ad laithir annso naithne so, an oibligaid ata air gach naon an tsaoire do choimead mar is coir; do innis me duit, ni she amhain, cad do bhi agus ata le deano agad, ach fos cad ata coisgethe ort le ordugh De. Ann cuid dona ceistiona do chuir me ort, do chuir me a dtuigsin duit, go bh-fuil se orduighthe duit agus do gach naon eile, an chuid is mo dona laethibh saoire do chaitheamh aig urnuigh aig leaghadh leabhartha diadha agus aig deana gnoimhartha eigin spioraid alta eile: agus fos do innis me duit an oibligaid ata orts agus air gach naon eile, gan aan pheaca marbh do dheana na leathibh so, gan iad do chaitheamh ann spadantachd,† ann sugardh, ann droch-chuideachta, a meisgeorachd, a dtighthe rainnce, iona an aon ait dhroch-shamplach. Nach bi chomh dall, is go dtuigfadh go mbeith an tsaoire coimeadtha a dtaobh leath uair bheag thabhairt aig eisdeacht aifrinn air maidin agus as san go h-oidh-

† Slothfulness

che do chaitheamh le plesiur an tsaaghail agus na colna. An fear oibre nārthug uairno leath uair don maidion aig obair, agus do chaith an chuid eile don la a sugard, an feidir go mbeith se chomh mor san gan chiall, is tuarsall no pādh do eiliomh am thrathnona. Mar an gceadna, cionnus is feidir d'aon neach do bheith chomh mor san air mire is suil do bheith aige gur fiu e tuardsal na gloire d'haghail o Dhia a dtaobh leath uair do thabhairt air maidin aig eisdeacht an aifrinn, is an chuid eile don, la da chaitheamh a seannachus, siubhal sios agus suas da theasbāiu fein, no da chorughadh fein le culaith aithbhēisioch no thaibhsioch, no a dteagh an osda no an riannce. Adeir Naomh Austin, gur lughadh an peaca bheith aig romhar air feadh an lae saoire ionā bheith rainnce.' Ser. 1 in Ps. 32. Agus an ait eile, 'go m'fhearr do na mna an la saoire do chaitheamh aig rainnce le mibhanumlachd.' L. de 10 Chord. c. 2. Ba choir do dtuigfadh gur mo an peaca an la saoire do chaitheamh a meisgeoreach sa rainnce iana brosnadh beag do bhailiughadh: is Dia na mor throcuire fein, thug ordughadh an buachaill beag do bhi-cionntach ann de chuir chum bais le clocha do chaitiomh leis, Ma sprarail Dia tusa go dti an am so gan buile marbhthach do bhuala ort mar do rin se le moran riomhe so, air shon san, is ro mhor an oibligaid ata aige ort, do brigh gur chaith tu gach la saoire riamh ad shodhal go dona diaqhluidhe brise aithean ta De, sa tabhairt gach droch-shampla uait. A dtosach an teampoill, is air feadh roiun cēadtha bliaidhain anuas, da theighioch urmhor na gcriostuighthe aig glaca comaoin Chorp Chriost aimsir aifrinn gach la saoire; ach anois is ro bheag diobh do ghnidh aithris ortha. Is fiaghnuise air seo tusa ad chās fein, bir dob fhearr leat imeachd a ndiadh do chinn a

dtigh an osda, no cul sgealūidheachd air do chomharsa cois clhidhe eigin, iona tu fein do chuir an ord ughadh chum Slanaighthеoir an domhain do ghlaca ann do chroidhe aon la saoire. Ach go brath aris nach bi amhla, dein aithridhe cheart a peacuidhe do shaodhal, agus lean di go bas.

---

## AN CEATARAMHADH AITHNE.

'TABHAIR dod Athair agus dod Mhathair onoir, ionus go mbiadh do leathibh fada ann sa tir noch do thabhairfidh do Thighearna Dia dhuit. Exod. xx. 12.

Do bhi se raichdanach le linn na naitheanta do chraobh-sgaoile do no Iudaigheadh a gheallamhuin doibh go bh-fagha-dis saodhal fada sa tir do thabharfioch Dia doibh, airchoinghiol go dtabharfeadh dis onoir da naithreacha agus da maithaireacha Is ro mhinic nach beanachd saodhal fada, go speisialtā an uair a bhion na peacuidhe da meadūgha; ach mardo bhi na Iudaigheadh chombh mor san a ngradh le saodhal fada seunmhar, do gealladh doibh e ma thabharfēadhdis onoir da naithreacha agus da mathaireacha: ach anois ni saodhal don tsort san do gheallan Dia go hiomlan do na Criostuighthe ach beathe chompordamhuil annso, agus seilbh shiorruidhe a nusna flathios na dhiagh so a dtaobh onoir do thabh airt d'ar naithreacha agus d'ar maithreacha.

